# Stair-Ċeaċta

## Leaḃar a Dó.

Eoġan Ó Neaċtain

do sgríoḃ.

An tarraingṫeoireaċt ó láiṁ

Ṡeoirse Uí Ḟágáin.






Ar n-a ċur amaċ

do

Ċonnraḋ na Gaeḋilge,

i mBaile Áṫa Cliaṫ.

1907.

---

Sgilling, glan.

# An Brollaċ.



Ar nós na coda eile de na Stair-Ċeaċtaiḃ is i gcuma sgéil atá an stair insna ceaċtaiḃ seo, do réir mar d'ḟeil sé sgéal a ċur síos i n-áit staire. Agus an ċanaṁaint ṡimplíḋe ṡo-ṫuigṫe ċéadna do ḃí insa gcéad leaḃar 'sí tá insa leaḃar so. Gaċ a raiḃ doiliġ ann tá míniuġaḋ tugṫa air; agus bíoḋ a ḃuiḋeaċas soin ar Ṁíċeál Ó Máille, ar Ṗádraig Mac Suiḃne agus ar Ṡeaġán Mac an Ḃáird, mar is iad-san a léiġ an láiṁsgríḃinn agus a ċuir a lán ceartuiġṫe uirṫi. An teagasg atá le baint as an gceaċt deiriḋ, níor ṫaitniġ sé le Pádraig, mar ġeall ar gur d'aosánaiġiḃ atá an leaḃar ceapuiġṫe; aċt ní ṫigim le Pádraig ar an gcor soin, ⁊ níor ċuireas aon aṫruġaḋ ar an gceaċt.

Na mion-rannta atá anonn ⁊ anall ar fud an leaḃair, fuair mé iad i láiṁ-sgríḃinniḃ insan Agadaṁ Ríoġḋa.

E. Ó N.

# Clár—Leaḃar a Dó.





# STAIR-ĊEACTA.



## I.—TUAṪA DÉ DANANN.

Fanṁaint: fanaċt.
Áitreaḃa: áiteaċa coṁnuiḋṫe: homes.
Cóir: caoi: deis.
Éalang: briseaḋ nó easba ar ball de ḃallaiḃ ḋuine.
Ríġe: ríoġaċt: ceannas cinn, nó cuṁaċt os cionn roda: sovereignty.
Lonnraḋ: loinnir, gile: brilliancy.
Cearn: áird; "ceárd" do réir canaṁna.



Ḃí rí i nÉirinn fad ó ⁊ 'sé an t-ainm a ḃí air Eoċaiḋ. Fear árd breaġ deas a ḃí ann, ⁊ a ċuid gruaige ag tuitim anuas ar a ġuailniḃ. Ḃí sé deiċ mbliaḋna ina ríġ nuair a ṫáinig sluaġ mór daoine go hÉirinn as tír eile. Ba ṁian leis an dream so cur fúṫa ⁊ fanṁaint go socair ciúin san tír, aċt níor ṫaitniġ siad leis an ríġ ⁊ ní leigfeaḋ sé ḋóiḃ cur fúṫa ina tír.

Ar sin a ṫosuiġ an troid. Buḋ é an t-ainm a ḃí ar an dream coiṁiġteaċ so Tuaṫa Dé Danann, ⁊ buḋ é Nuaḋa a ḃí mar ríġ orṫa. Ḃíodar sgaipṫe ar fud na tíre ⁊ áitreaḃa déanta aca ḋóiḃ féin, aċt ḃailiġeadar ar Ṁaiġ Tuireaḋ ⁊ ċuir siad cóir ṫroda orṫa féin. Tá Maġ Tuireaḋ i n-aice le Loċ Mearga, i gConndae Ṁuiġeó. Ḃí Eoċaiḋ ⁊ a ṁuinntir féin ó ḋeas uaṫa. Ṫosuiġ an troid, ⁊ ar feaḋ ċeiṫre lá ḃíodar ag gaḃáil ar a ċéile. Fa ḋeireaḋ, casaḋ an dá rí ar a ċéile ⁊ ṁarḃ rí Ṫuaṫ Dé Danann Eoċaiḋ. Rinneaḋ rí ḋe féin annsin ar Éirinn.

D'imṫiġ muinntir Eoċaḋa soir ⁊ siar, sgaipeaḋ iad, ⁊ tá le ráḋ gurab iad a rinne na dúnta láidre atá i nÁrainn, i gCiarraiḋe ⁊ i n-áiteaċaiḃ eile. Deirtear gur ṫógadar dúnta ⁊ leaċta san Miḋe, i nDroiċead Áṫa, ag Cnoc Áine, ag Cnoc Gréine, i Luimneaċ, agus ar Ḋá Ċíċ Ḋanainne i gCiarraiḋe le iad féin a ċos-aint ar a naṁaid. Tá cloċa móra millteaċa ins na dúntaiḃ sin; ⁊ ar an taoḃ amuiġ de Ḋún Aonġusa, i nÁrainn, tá cloċa fada sáiṫte i dtalaṁ, a gceann síos agus an ċuid eile ḋíoḃ 'na seasaṁ aníos ar fiar ḋá ṫroiġ go leiṫ ar áirde, ⁊ iad amaċ ó'n dún. Tá na cloċa soin i bḟoisgeaċt cúpla troiġ ḋ'á ċéile agus líne ḋíoḃ, agus píosa talṁan faoi ċoṁ maiṫ le seaċt slata ar leiṫead, ṫart timċeall an dúna.

Gearraḋ an láṁ de Nuaḋaid sa gcaṫ. Buḋ é an dliġeaḋ ḃí aca an uair sin: aon duine a mbeaḋ aon éalang air gan cead a ḃeiṫ aige a ḃeiṫ 'na ríġ. B'éigin do Nuaḋaid, dá ḃríġ sin, an ríġe a ṫaḃairt

ruas. Ḃí fear maiṫ eile ann, d'ar ḃ'ainm Breas, ⁊ rinne na daoine rí ḋe-sean.

Ní raiḃ Nuaḋa sásta leis sin. D'imṫiġ leis go dtí gaḃa geal ⁊ d'iarr sé ar an ngaḃa láṁ airgid a



Ċuir sé an láṁ ar Nuaḋaid.

ḋéanaṁ dó. Duḃairt an gaḃa go ndéanfaḋ. Rinne, ⁊ ċuir sé an láṁ ar Nuaḋaid. Ṫáinig Nuaḋa ar ais ⁊ d'innis sé do na daoiniḃ go raiḃ a láṁ ar faġáil arís aige. Rinneadar rí arís de.

Níor ṁaiṫ le Breas gur cuireaḋ é féin as an ríġe ⁊ ċuaiḋ sé ag cuartuġaḋ conganta a ṫroidfeaḋ ar a ṡon. Ṫáinig sé go dúṫaiġ sa taoiḃ ó ṫuaiḋ d'Éirinn

⁊ ċuir sé aimsir ar ṡluaġ mór fear a fuair sé annsin, ar ḃruaċ na fairrge. B'eo iad na Foṁóraiġ, ⁊ ċuaiḋ siad de ċongnaṁ do Ḃreas. Ḃí aon fear mór millteaċ láidir aṁáin orra, d'ar ḃ'ainm Balor na droċ-ṡúile. Ní raiḃ ag Balor aċt aon tsúil ṁór aṁáin i gceart-lár a ċláir-éadain ⁊ ḃí an tsúil sin ċoṁ mór le súil faṫaiġ. Ḃíoḋ solus agus lonnraḋ innti mar ḃeaḋ i súil ċait san dorċadas.

Ċuala Nuaḋa go raiḃ na Foṁóraiġ ag teaċt air anuas ó'n gceann ó ṫuaiḋ. Ṫug sé a ċuid fear leis ⁊ casaḋ an dá arm ar a ċéile ag Maiġ Tuireaḋ Ṫuaiḋ. San taoḃ ṫoir ndeas de Ṡligeaċ a ḃí an áit seo. Ṫosuiġ an troid ⁊ ṁarḃuiġ Balor na droċ-ṡúile Nuaḋa Airgead-láṁ. Tamall 'na ḋiaiḋ sin marḃuiġeaḋ Balor féin ⁊ nuair a ṫuit seisean—an taoiseaċ buḋ láidre ḃí ar na Foṁóraiġiḃ—ṫeiċ na Foṁóraiġ. Riṫeadar siar dtuaiḋ go dtí an ḟairrge ⁊ lean Tuaṫa Dé Danann iad. Ní rug Tuaṫa Dé Oanann orṫa nó go dtángadar go fairrge, ⁊ b'éigin do'n dream eile seasaṁ annsin ⁊ troid a ḋéanaṁ. Ṫroideadar go dtí an fear deiriḋ, aċt níor fágaḋ aon fear aṁáin díoḃ gan marḃaḋ. D'ḟan cuid aca i bfolaċ insna coilltiḃ, mar ḃí an áit fá ċoilltiḃ an tráṫ sin, aċt ċuir an troid sin deireaḋ leis na Foṁóraiġiḃ.

Mair na daoine sin os cionn trí ċéad déag bliaḋain roiṁ aimsir Ċríost. Ḃíodar ar fad 'na bpágánaiġiḃ aċt ḃí draoiḋeaċt ⁊ gliocas mór aca

A ḃí ann : do b'eaḋ é.

Ina ríġ : i n-a ríġ : 'na ríġ.

Cur fúṫa : baint fúṫa, dul do ċóṁnaiḋe, seadughaḋ, to settle down.

Buḋ é : b'é.

Ar fud : ar fuaid : ar ḟuaid ; ar fuid.

Ó ḋeas : a ndeas : south.

Ṫosuiġ : ṫosnuiġ.

Ag gaḃáil ar a ċéile : ag bualaḋ a ċéile.

Sgaipeaḋ : sgabaḋ.

Tá le ráḋ : deirtear, deirtar.

San Miḋe : san Ṁiḋe.

Millteaċa : milltineaċa.

I ḃfoisgeaċt : i ḃfoigseaċt : i ngoireaċt : i ngiorraċt : faoi niosaċt : fá.

Leiṫead : leaṫad.

An dúna : ar an dún.

Buḋ é an dliġeaḋ : buḋ é dliġeaḋ, b'é dliġeaḋ.

Aon duine : duine ar biṫ.

Dá ḃríġ : ar an aḋḃar.

Taoiḃ ó ṫuaiḋ : taoiḃ ṫuaiḋ.

B'eo iad : b'iad seo : buḋ iad seo.

D'ar ḃ'ainm : d'ar b'ainm.

A ċláir-éadain : ċláir a éadain : baiṫis.

Ó'n gceann ó ṫuaiḋ : ó'n áird a dtuaiḋ (nduaiḋ).

Ṫoir ndeas : ṫoir ṫeas.

Siar dtuaiḋ : siar ó ṫuaiḋ.

Go dtángadar : go dtáiniceadar.

Go fairrge : go dtí an ḟairrge.

Deiriḋ : deireaḋ : deireanaċ.

## II.—Clann Míleaḋ.

Árd-taoiseaċ: árd-ċeann: ceannṗoirt.
Stuaic: gruaim: cosaṁlaċt nó deallraḋ feirge.
Siampa: greann.
Ainṁiḋṫe: animals.

B' fada i ndiaiḋ ċata Ṁuiġe Tuireaḋ a ṁair na Tuaṫa Dé Danann sa tír. Ḃí fir ġlice ċríonna aca agus "draoiṫe" a tugtaoi orṫa. Deirtear go raiḃ na draoiṫe seo i n-innṁe an ḃáirteaċ a ṫarraing ó'n spéir ⁊ a díbirt arís; ceó a ċur ar an talaṁ; dorċadas a ṫaḃairt ar an lá, ⁊ rudaí mar sin a ḋéanaṁ. Nuair a ċonnaic na daoine an gliocas ⁊ an ċuṁaċt a ḃí aca ṫáinig faitċeas orṫa rómpa ⁊ duḃairt siad nár ḋaoine cearta iad agus na neiṫe iongantaċa soin a ḋéanaṁ.

Ṫáinig sluaġ mór daoine, an tráṫ soin, ó'n Spáinn go hÉirinn. Ḃuḋ é Míleaḋ an t-árd-taoiseaċ a ḃí orṫa, agus ḃí a ḃeirt ṁac, .i. Éiḃear ⁊ Eireaṁón, i n-éinfeaċt leis. Ṡaoil siad a teaċt i dtír ag Innḃear Sláinge, i Loċ Garman, aċt ḃí draoiṫe Ṫuaṫ Dé Danann ann rómpa. Ṫarraing na draoiṫe stoirm ċoṁ mór ċoṁ láidir sin orṫa agus gur briseaḋ na soiṫiġ, agus báiḋeaḋ go leor de ṁuinntir Ṁíleaḋ. Báiḋeaḋ cúigear mac leis féin ann, aċt ṫáinig Éiḃear ⁊ Eireaṁón as. Ruaigeaḋ na soiṫiġ amaċ ċun fairrge, ⁊ annsin ṫarraing na draoiṫe ceó trom anuas agus

ní ḟaca Míleaḋ ná a ṁuinntir talaṁ ná tráiġ, ag an gceó. Ṡeoladar leo ó ṫuaiḋ ⁊ ḃuaileadar talaṁ arís ag Innḃear Colpa, ag béal na Bóinne.

Ṫáinig siad i dtír annsin, ⁊, ar ḟaitċeas go nglacfaidís droċ-ṁisneaċ ⁊ go mbeidís ag iarraiḋ filleaḋ arís uair ar biṫ, ḋóiġ Míleaḋ na soiṫiġ. Ṫug sé leis a ċuid fear annsin ⁊ ċuir sé caṫ ar Ṫuaṫaiḃ Dé Danann, fá ḋó i ndiaiḋ a ċéile. Ḃí an tír faoi féin annsin aige.

Nuair a cailleaḋ Míleaḋ, roinn Aiṁirgin—mac eile leis—an tír ar a ḃeirt dearḃráṫar. Duḃairt sé le hEireaṁón an leaṫ ó ṫuaiḋ a ġlacaḋ ⁊ an leaṫ ó ḋeas ḟágáil ag Éiḃear. Ḃí Éiḃear sásta, aċt nuair a ċonnaic a ḃean na taillte míne deasa réiḋe a ḃí ag Eireaṁón ṫáinig sí a ḃaile go hÉiḃear ⁊ stuaic uirṫi ⁊ duḃairt sí leis:

“Cad ċuige,” adeir sí, “ar ġlac tusa, a Éiḃir, leis an áit ḟiaḋáin ġarḃ so atá agat? Níor ċeart duit é, ⁊ caiṫfiḋ tú an talaṁ deas mín sin atá ag Eireaṁón ḟaġáil dúinn, le fiaḋaċ air.”

“Ar nḋóiġ, is le hEireaṁón an talaṁ soin,” adeir a fear, “⁊ ní ṫiuḃraḋ sé ḋúinn é.”

“Is cuma liom-sa sin,’ adeir sí, “caiṫfiḋ sé a ṫaḃairt dúinn ⁊ caiṫfiḋ tusa a ḃaint de gan ḃuiḋeaċas-mara dtugaiḋ.”

“Ní ḟuair Éiḃear aon tsuaiṁneas nó go mb’éigin dó ḋul ag troid le hEireaṁón, nó go mbaineaḋ sé an talaṁ mín de, le haġaiḋ a ṁná. Aċt marḃuiġeaḋ Éiḃear ⁊ ḃí an lá ag Eireaṁón agus ag a ṁuinntir.

Buḋ í Téa bean Eireaṁóin. D'iarr sí ar a fear cnoc deas a ṫaḃairt dí, dí féin. Duḃairt sí go dtoġfaḋ sí féin amaċ é. Ṫeastuiġ sé uaiṫi, adeir sí, le hí féin a ċur ann, ṫar éis a báis. Ṁairfeaḋ sí air le n-á beo, ⁊ ḋéanfaḋ sé áit ċoṁnuiḋṫe dá sliocṫ 'na diaiḋ. Ṫug an rí an áit dí. Ċuir sí cnoc dá ṫógḃáil san áit ⁊ nuair a ḃí an cnoc déanta ṫaiṫniġ sé léiṫi ċoṁ maiṫ sin ⁊ go dtug sí "Druim Caoin" mar ainm air. Ṫug na daoine "Téa Ṁuir" nó "Teaṁair" ar an áit ⁊ lean an t-ainm sin de ó'n am soin anuas go dtí an lá tá indiu ann.



Téa, bean Eireaṁóin.

Ḃí síoṫċáin ⁊ saoġal breaġ aca an uair sin. Ḃí Téa ⁊ Eireaṁón ina gcoṁnaiḋe i dTeaṁair ar feaḋ ċúig ḃliaḋna déag. Is breaġ an greann a ḃíoḋ ag na daoiniḃ an t-am soin, cé gur ṁaireadar os cionn ḋá ċéad déag bliaḋain roiṁ aimsir Ċríost agus go raḃadar 'na bpáganaiġiḃ.

Tar éis an fiaḋaċ a ḃíoḋ aca san ló ḃíoḋ scéal-aiḋeaċt, ceól ⁊ siamsa aca san oiḋċe. D'ḟurus dóiḃ fiaḋaċ a ḋéanaṁ, mar ḃí furṁór na tíre fá ċoillṫiḃ ⁊ ḃí na hainṁiḋṫe beaga an-ḟairsing.

Nuair a d'éag Eireaṁón ḃí a ṫriúr mac ina ríġṫiḃ diaiḋ i ndiaiḋ.

B'ḟada : ba fada : buḋ ḟada : do b'ḟada.

I n-innṁe : i n-inniḃ, i n-an : i n-acṁainn : i gcumas : ar son : inneaṁail ċun : ábalta ar.

A díbirt : í a ḋíbirt.

Agus na neiṫe : mar ġeall ar go dtáinic leo na neiṫe : siocair go dtáinic leo na neiṫe.

Ṡaoil siad : rinneadar iarraċt ar.

Innḃear Sláinge : béal aḃann na Sláinge i Loċ Garman.

Ċoṁ mór ċoṁ láidir : coṁ mór ⁊ coṁ láidir.

Báiḋeaḋ go leor : báiḋeaḋ mórán : báṫaḋ mórán.

Eireaṁón as : Eireaṁón slán as.

Ag an gceó : leis an gceó ḃí ann.

Innḃear Colpa : béal na Bóinne.

An tír faoi féin aige : an tír aige dó féin.

Nuair a cailleaḋ M. : i ndiaiḋ báis Ṁ. : nuair a fuair M bás

Tailte : talta : lands.

Cad ċuige : "tuige" do réir canaṁna : cad as : ca n-a ṫaoḃ : caidé an ċúis.

Ní ṫiuḃraḋ : ní ṫaḃarfaḋ ; ní ṫaḃairfeaḋ.

Gan ḃuiḋeaċas : d'á aiṁḋeoin (*pronounced* dá inneóin).

Mara dtugaiḋ : mur' dt. : muna dtugaiḋ.

Ag troid : a ṫroid.

ag a: agá n-a: aige n-a: ag n-a.
féin amaċ é: féin é.
adeir sí: adubairt sí.
a ċur ann: d'aḋlacaḋ ann.
Ṫar éis: tar éis: taréis; d'éis.
Ṁairfeaḋ sí air le n-a beo: ċaiṫfeaḋ sí a saoġal ann.
Lean an t-ainm de: lean an t-ainm dó.
Síoṫċáin: síoṫċán.
Ina: 'na: i n-a.
Os cionn: ós cionn: as cionn.
B'ḟurus: do b'ḟurusta: buḋ furusta: dob' ḟuiris: b' ḟurust.
D'éag Eireamón; fuair Eireamón bás.

---

## III.—Ollaṁ Fódla.

Tóir: desire, fondness for.
Oireaċtas: cruinniuġaḋ puiblíḋe daoine.
Eagna: críonnaċt.
Coiste: foireann daoine le haġaiḋ obair puiblíḋe a ḋéanaṁ: a committee.
Ceanntar: a district.
Socaṁal: suaiṁneas, ease.
Smid: focal nó glór cainte.
Cáir: deallraḋ gáiriḋe ar an éadan.
Áṁṫaċ: aċt: go deiṁin: however.
Aiṫris: imitation.
Bunaḋ: sinnsir.
Imṫeaċtaib: proceedings.

Ḃí Ollaṁ Fódla 'na ríġ ar Éirinn timċeall le míle bliaḋain roiṁ aois Ċríost. Buḋ fear é a raiḃ tóir mór aige ar ḟoġluim agus ar sgoláiriḃ, agus buḋ ṁian leis meas a ċur ag na daoiniḃ ar léiġeann agus fios a ḃeiṫ aca le dliġṫe a ḋéanaṁ. Buḋ é a ċuir ar bun an tOireaċtas, mar tá sé ann anois, ⁊ an cineál céadna oibre atá ar siubal ag Oireaċtas na haimsire seo, is beag naċ é sin go díreaċ a ḃíoḋ aca i dTeaṁair na Ríoġ, gar do ṫrí míle bliaḋain ó soin. Eoċaiḋ do b'ainm d' Ollaṁ Fódla ar dtús,



An seanċaiḋe ag innsint sgéalta os coṁair an Oireaċtais.

aċt tugaḋ an t-ainm "Ollaṁ" air mar ġeall ar a ḃeiṫ in' ollaṁ eagna ṫar gaċ aon ḟear eile dar ṁair le n-a linn.

Ċeap sé ⁊ leag sé amaċ an tsliġe a b'ḟearr leis an ḃFéis a ċur ar aġaiḋ, agus annsin ċeap sé coiste agus ċuir sé de ċúram ar an gcoiste obair na Féise a réiḋtiuġaḋ. Ḃí an Ḟéis ann i n-éadan gaċ aon tríoṁaḋ bliaḋain; ṁair sí seaċtṁain; agus ċaiṫfeaḋ cáirde an Ríoġ go léir a ṫeaċt ċuici ⁊ daoine as gaċ uile ċeanntar. Mara dtigeaḋ na daoine ċuici, ċoṁairfiḋe go mbuḋ náiṁde iad ⁊ ḃí dliġe le cur orṫa.

Nuair a ṫáinig seaċtṁain na Féise ḃí am ⁊ ionad leagṫa amaċ le haġaiḋ gaċ aon tsórt oibre dá raiḃ le ḃeiṫ ar bun. Ḃí coláiste uasal onóraċ i dTeaṁair, agus na sgoláirí a b'ḟearr a ḃí le faġáil sa tír b'iad a ḃíoḋ go seasta ag Ollaṁ Fódla insa gcoláiste. Is ann a ḃíoḋ na báird ag gaḃáil a gcuid aṁrán. Ṡeasaḋ an bárd amaċ os coṁair an tsluaiġ ⁊ ġaḃaḋ sé aṁrán nó dó—aṁráin a ċumaḋ sé féin. Nuair a ḃíoḋ críoċ curṫa aige leis an aṁrán, ṡeasaḋ bárd eile suas agus ġníoḋ sé aṁrán eile a ġaḃáil. Ṫig-eaḋ fear ⁊ fear eile amaċ 'na ndiaiḋ-san—gaċ aon ḟear aca ag gaḃáil a ċuid rann féin—⁊ ṁolaḋ an sluaġ iad do réir mar ṫaitniġeaḋ na haṁráin leo.

Nó an sgéalta is fearr a ṫaitniġ leat? Má's eaḋ, sin é an sgéalaiḋe agat, lá ar n-a ḃáireaċ, ⁊ é ag innsint sgéil. Tá sé 'na ṡuiḋe ar a ṡocaṁal ⁊ an sgéal a ċum sé féin ag teaċt 'na ṡruṫ amaċ as a

ḃéal. Tá lasaḋ in' aġaiḋ ⁊ grinneas ina ṡúil ⁊ a ġlór ag ísliuġaḋ ⁊ ag árduġaḋ do réir mar imṫiġeas gníoṁarṫa an sgéil. Sin é an sluaġ—cuid aca leagṫa amaċ agus cluais orṫa, cuid aca leagṫa síar ⁊ cluais orṫa. Níl smid asta, aċt tá cáir ar ḋuine annso is ar ḋuine annsúd nó go dtigiḋ deireaḋ an sgéil, aċt annsin molann siad go haer an sgéalaiḋe.

Ḃíoḋ lá eile le haġaiḋ na gcleas. Ṫart timċeall ar ċnoc na Teaṁraċ ḃí fairsinge a ndóṫain do na cleasaiḃ. Ḃuḋ geall le haonaċ é, ḃí an oireaḋ soin daoine cruinn ann. Ḃí luċt na gcleas ann, luċt iṫe ⁊ óil, daoine ag díol ⁊ ag ceannaċ, ceoltóirí—gaċ aon dream agus a n-ealaḋain féin aca—agus ḃí an t-arm go láidir ann le smaċt a ċur ar luċt troda ⁊ ar ḋaoiniḃ naċ n-iomċruiġeaḋ iad féin mar baḋ ċóir. Ḃuḋ ḃeag de'n ṁí-iomċur a ḃíoḋ ar siuḃal, áṁtaċ, mar b'ar foġluim ⁊ ar ḋeaġ-ḃéasaiḃ is mó do ḃí meas ag Ollaṁ Fódla agus b'ionndaṁail go ndearna na daoine aiṫris air agus go raiḃ meas aca ar ḋeaġ-ḃéasaiḃ ⁊ ar ḋeaġ-iomċur. Caiṫtí seal eile leis na cleasaiḃ lúṫa—ag caiṫeaṁ cloċ nirt, ag caiṫeaṁ léim, ag riṫ rásaí, le báireoireaċt, ⁊ le cleasaiḃ mar iad.

Ḃí tuilleaḋ oibre leagṫa amaċ ag an Ríġ uasal so dá ḋaoiniḃ. Ċuir sé de ċúram orṫa seanċas na tíre a sgríoḃaḋ síos; na daoine a ċoṁaireaṁ ⁊ cunntas a ṫaḃairt ar a mbunaḋ; dliġṫe nua a ḋéanaṁ ⁊ na sean-dliġṫe a ċeartuġaḋ, má ṫeastuiġ ceartuġaḋ uaṫa. Ḃí an Rí féin in' uaċtarán ar na cruinniġṫiḃ

sin ⁊ is aige a ḃíoḋ an ċoṁairle a b'ḟearr le taḃairt. D'ḟágaiḃ sin naċ mórán cainte a sgoilteaḋ i n-aisge ná gan tairḃe ann.

Sgríoḃaḋ síos an seanċas agus cunntas ar imṫeaċtaiḃ na Féise i n-aon leaḃar aṁáin .i. i Saltair Ṫeaṁraċ, aċt níl blas againn anois de'n tsaltair sin.

Aois Ċríost: the Christian Era.
i n-éadan gaċ aon tríoṁaḋ bliaḋain: once every three years.
Mara dtigeaḋ: muna, mur' dtigeaḋ.
go seasta: i gcoṁnuiḋe: permanently.
Ġníoḋ sé aṁrán a ġabáil: ġaḃaḋ sé aṁrán: he would sing a song.
Ag innsint: ag innsin: ag innseaċt: ag innsiuġaḋ: ag ársuiġe.
Do réir mar: as, according as.
Lasaḋ in' aġaiḋ: animation in his face.
Grinnear ina ṡúil: he has a piercing eye.
Imṫiġeas gníoṁarṫa an sgéil: as the events happen in the story.
Leagṫa amaċ: leaning forwards.
Cluais orṫa: listening attentively.
Leagṫa siar: leaning backwards.
Buḋ geall le haonaċ é: ba cosṁail le haonaċ é: it was like a fair.
Naċ n-iomċruiġeaḋ iad féin: who did not conduct themselves.
B'ionndaṁail: usually: it was usual.
Cleasaiḃ lúṫa: athletic sports.
Caiṫeaṁ cloċ nirt: throwing a stone or weight.
Ag báireoireaċt: hurling.

## IV.—An Macalla.

Cearḃall Ó Dálaiġ do ċan.

A ṁacalla ḋear,
Ó's duit is fear a lán,
Céard, a ġlóraiġ ġrinn,
Do-ḃeir sinn d'ár gcráḋ?
Macalla—gráḋ.

Gráḋ! ní heaḋ, dar ndóiġ,
Aiṫniḋ ḋaṁ-sa an gean,
Mo ċéadfaḋ do ċlóḋaiġ,
Uċ! dar ndóiġ ní heaḋ.
Macalla—ní heaḋ.

Muna b'éad atá,
Do ṫuaṫaiḃ rinne cráḋ,
Leiġeas i ndán daṁ,
Innis daṁ má tá.
Macalla—atá.

A ḟiosgaiḋe ġlic ġrinn,
Ḟriotal linn go réiḋ,
Céard is leiġeas daṁ?
Níor ḟionnas ort bréag.
Macalla—éag.

Má 'sé 'n t-éag, go deiṁin,
Is foirċeann tíre ar bpian,
Do ḋruideaḋ liom,
Do b'ait liom, dar fiaḋ !
Macalla—dar fiaḋ.

Dar fiaḋ féin do b'ait,
A ġlac ġlan gan ġó ;
Giḋeaḋ, ar do ḃás,
Ná cluineaḋ Cáit so.
Macalla—Cád so ?

Cad so, an diaḃal ort !
A ṫruaġ nar loc bréag,
Fáṫ do ṁagaiḋ ná can
Faoi Ċáit is geal déad.
Macalla—éad.

Má's tré Narcissus tréan
Ataoi ag éad let' olc,
Beag an díṫ, dar Duaċ,
A ḋul uait san loċ.
Macalla—Oċ !

Míle oċ is mairg
Do ċluinim agaiḃ gaċ laoi,
Céard tá liḃ 'gá luaḋ,
A ṫruaġa corṫa an ċaoiḋ ?
Macalla—caoiḋ.

Do ċaoiḋ Narcissus,
  Do rug barr gaċ gnaoi,
Sguir is go rug a áit
  An bárr so, má's fíor.
    Macalla—is fíor.

Beannaċt ar do ḃéal,
  Nár ċan bréag indiu,
Ó taoir ag dul i ḃfad
  Cuirim leat adieú.
    Macalla—Adieú.

[As an "Irish Minstrelsy," imleaḃar II., leaṫ. 212, an slioċt so.]
Ó's duit is fear .i. ó is agat atá a ḟios so.
A ġlóraiġ ġrinn, a ġlór ġreannṁar.
Aiṫniḋ ḋaṁ-sa an gean, tá a ḟios agam-sa céard é an gean.
Céadfaḋ, intinn, meanma.
Ċlóḋaiġ, rinne lag.
Muna b'éad atá, b'ḟéidir gur éad é.
Síogaiḋe, duine de na daoiniḃ maiṫe ; a fairy.
Friotal, laḃair, innis, speak.
Níor ḟionnas, ní ḟacas, níor ṫugas fa deara.
Foirċeann, críoċ, deireaḋ.
Druideaḋ liom, teaċt i n-aice liom, teannaḋ liom.
Ġlac ġlan gan ġó, guṫ (?) soiléir gan ḃréig.
A ṫruaġ, thou wretch.
Nár loc : nár ċuir stad, nó cosg le ; that did not reject.
Is geal déad, ag a ḃfuil fiacla geala.
Narcissus, dia bréige na ngréag.
Beag an diṫ, is beag an doċar ; is beag an t-iongnaḋ.
Gaċ laoi, gaċ lá.
A ṫruaġa corṫa, you weary wretches.
An ċaoiḋ, an ċaointe.
Rug barr gaċ gnaoi : do b'ḟearr in gaċ gnaoi.
Ó taoir, ó tá tú, ó táir.

## V.—Ná Bí, Ná Déan.

Ná bí cruaiḋ is ná bí bog;
Ná tréig do ċaraid ar do ċuid;
A ṁic mo ċroiḋe, ná déan troid,
Is ná hob í, má's éigin duit.

Ná bí fonoṁaideaċ ar ṡráid;
Ná déan cnáid ar ḋuine ḃoċt;
Ná mol 's ná dí-ṁol daoi
Nó go ḃfaġaiḋ tú saoi gan loċt.

Ná bí siollaċ i dtiġ an óil;
Ná déan soinear ar ṡeanóir;
Ná habair naċ ndéanfair cóir;
Ná hob 's ná hiarr onóir.

Ná hob, ná heitiġ, ná cuir suas de, do not refuse.
Fonoṁaideaċ, ag magaḋ, jibing, jesting.
Cnáid, magaḋ, a scoff.
Siollaċ, buailteaċ, tugṫa dá ḃeiṫ ag troid ⁊ ag bualaḋ.
Soinear, sulkiness.

## UAIR AN ḂÁIS.

CEIST.

A ḋuin' uasail a ġluaiseas do ṡodar ó'n Spáinn,
Ag fuasgailt gaċ cruaiḋ-ċeist mar Ṡolaṁ ṁac Dáiṫ,
Aiṫris uait an uair-se go follas ar ċlár,
Cá huair a fuair buaċaill Ṁic Ḋonnċaḋa bás?

FREAGRA.

Fuaras ó uaislib cuideaċta ar ċlár,
Ag fuagairt gaċ cruaiḋ-ċeist mar Ṡolaṁ ṁac Dáiṫ,
'Sé uair a fuair buaċaill Ṁic Ḋonnċaḋa bás
An tráṫ d'ḟuaraḋ a ċluasa, a ċosa 's a láṁ'.

Sodar, a trot.
Aiṫris uait, innis.
Fuaras, fuaireas, fuair mé.
D'ḟuaraḋ, d'ḟuaruiġ, became cold.

---

## VI.—DÁIṪÍ.

Gaolta: relatives.
Easaontas: disunion.
Cáirde: am: uain: respite.
Sástaiḋeaċt: sástaċt: contentment.
Cumasaċ: an-ṁór: cuṁaċtaċ.
Neaṁ-eaglaċ: gan eagla: gan faitċeas.

NUAIR a ḃí Dáiṫí 'na ríġ i dTeaṁair ḃí a ġaolta féin 'na gcoṁnuiḋe i nEas Ruaiḋ. Ṫáinig teaċtaire ċuige lá, ag ráḋ gur éiriġ easaontas idir a ġaoltaiḃ, ⁊ d'iarr an teaċtaire air a ḋul ⁊ réiḋteaċ

a ḋéanaṁ eatorra. Rinne an rí sin. Ṫug sé leis a ċuid bárd, agus na draoiṫe, agus na breiṫeaṁain ⁊ luċt freastail, ċuaiḋ siad go hEas Ruaiḋ ⁊ ḋein Dáiṫí an réiḋteaċ idir a ġaoltaiḃ.

Ḃí croiḋe mór tréan misneaṁail ag Dáiṫí, ⁊ ba ḃeag leis a raiḃ de ríoġaċt aige. Ḃí sé santaċ, ⁊ níor ṁór leis tíorṫa eile ḃeiṫ aige i dteannta na hÉireann.

Ġlaoḋ sé ċuige ar Ḋoġra, a ḋraoi, annsin, ⁊ ar seisean leis an draoi:

“Innis dam, a Ḋoġra, má tá an t-eolas agat, céard éireóċas dom féin ⁊ do mo ṫír ó indiu go bliaḋain ó indiu,” adeir sé.

“Taḃair ḋam cáirde,” adeir an draoi, “go dtéiġiḋ mé go Ráṫ Arċaill ar ḃruaċ na Muaiḋe; cuir naonḃar taoiseaċ liom go dtí an áit sin, ⁊ innseóċaiḋ mé rud éigin dóiḃ.”

“Cuirfead,” arsa Dáiṫí, “⁊ béad féin ar duine aca.”

D'imṫiġeadar leo go Ráṫ Arċaill an oiḋċe sin, i ngan-fios. Is ann a ḃíoḋ Doġra 'na ċoṁnuiḋe. Ċaiṫ an draoi an oiḋċe sin ag cuiṁniuġaḋ ar an ḃfreagraḋ a ḃeaḋ aige ar maidin do'n ríġ. Níor ṁór ḋó sgéal a ḃeiṫ aige a ṡásóċaḋ Dáiṫí, ⁊ ċaiṫfeaḋ sé fírinne ċur insa sgéal. Ar maidin, le héirġe gréine, ṫáinig Doġra go seomra an ríoġ agus duḃairt sé:—

“An ḃfuil tú id ṡuiḋe, a rí Éireann agus Alban?”

“Nílim,” arsa Dáiṫí as a leabaiḋ, “⁊ cé'n ċiall

duit 'Rí Alban' a ṫaḃairt orm? níl mé imo ríġ ar Albain fós."

"Ní ḃéiḋ tú i ḃfad mar sin," adeir Doġra. "Tá mé tar éis na réalta agus na néalta atá os cionn na Éireann a ḋearcaḋ ⁊ a ċuartuġaḋ go géar agus ċím gur goirid go nglaoiḋfiḋ tú ċugat ríġte na gcúigí ⁊ taoisiġ na hÉireann go Féis na Teaṁraċ. Glacfaiḋ siḃ coṁairle le ċéile ⁊ raċaiḋ tú ar turas go hAlbain agus go Breatain agus do'n Ḟrainnc, mar ċuaiḋ Niall Mór roṁat."

Ċuir sin sástaiḋeaċt ṁór ar Ḋáiṫí; ní raiḃ uaiḋ aċt sgéal mar sin a ċur ina ċeann, ⁊ d'innis sé an nuaiḋeaċt do na taoisiġiḃ eile ḃí in' ḟoċair. Ḃíodar-san sásta leis, freisin, ⁊ ġealladar a ḋul ċuige go Teaṁair uair ar biṫ a gcuirfeaḋ sé fios orta. D'imṫiġ leis go Teaṁair agus as sin ċuaiḋ sé ar cuairt ċun a ṁáṫar go Ros na Ríoġ, ar an mBóinn, san áit a raiḃ sise 'na coṁnuiḋe. Ċaiṫ sé tamall le n-a ṁáṫair ⁊ annsin ṫáinig sé ar ais go Teaṁair.

Ṫug sé cuireaḋ do na taoisiġiḃ annsin a ṫeaċt ċuige lá Bealtaine a ḃí ċugat. Rinneadar sin. Ḃí teinte cnáṁ ann agus ḃí greann, ⁊ siamsa, ⁊ cleasa ⁊ cluiṫċí aca ar feaḋ ḋá lá, ⁊ an tréas lá ċuaiḋ sé féin ⁊ na taoisiġ ag glacaḋ coṁairle le ċéile. Ċinneadar ar a ḋul go hAlbain ar dtús agus an tír a ḃaint de Ríġ Alban. Ḃíodar ceapuiġṫe go raċaidís níos sia ó ḃaile 'na ḋiaiḋ sin, aċt ní raiḃ aon rún aca Alba d'ḟágáil nó go mbeaḋ seilḃ aca uirṫi.



D'árduiġeadar Dáiṫí leo.

D'imṫiġ siad anonn ṫar fairrge, soir dtuaiḋ, nó gur ḃuaileadar tír i nAlbain. Ḃuḋ é Fearaḋaċ a ḃí 'na ríġ ar Albain an t-am soin. Duḃairt Dáiṫí leis seilḃ na hAlban a ṫaḃairt suas nó cíos íoc ar uċt an tír ḟágáil aige. Duḃairt Fearaḋaċ naċ dtiuḃraḋ sé suas an tír ⁊ go gcaiṫfeaḋ Dáiṫí troid ar a son, dá mbaḋ ṁian leis í a ḃeiṫ aige. Ċuaiḋ Dáiṫí ag troid ⁊ níor ḃ'ḟada gur marḃuiġeaḋ Fearaḋaċ ⁊ go raiḃ na hÉireannaiġ buaḋaċ. Rinne Dáiṫí rí d'ḟear eile ⁊ ġlac sé cíos ⁊ seilḃ uaiḋ.

Ṡeol Dáiṫí leis ó ḋeas go Ḃreatain, ⁊ ṫug muinntir na Breataine cíos dó, gan ceist a ċur air. D'ḟágaiḃ sé annsin iad ⁊ níor stad nó go dtáinig go Muir nIoċt, ó ḋeas ó'n mBreatain. Ḃain a ċuid fear báid de na hiasgairiḃ annsin, agus anonn leo trearsna na fairrge, do'n Ḟrainnc. Ṡiuḃladar an tír isteaċ rómpa gur ṡroiċeadar Sliaḃ nEalpa ⁊ níor ḟágaiḃ siad rí ná taoiseaċ ar a mbealaċ nár ḃaineadar cíos ⁊ coṫuġaḋ de.

Ċuireadar fúṫa annsin, tamall, ċois na sléiḃte sin, ag leigean a sgíṫ. Ṫéiġdís ag fiaḋaċ ar fud na gcoillte ⁊ na gcnoc, mar ḃí an áit lán de ḃeiṫiḋiġiḃ éigéil ⁊ de ṁion-ainṁiḋṫiḃ eile. Ḃí an rí amuiġ ag fiaḋaċ, lá, ⁊ ṫáinig gleáraḋ báirdiġe ⁊ tóirneaċ ċumasaċ an lá céadna. Ḃí na lasraċa ag dul fúṫa ⁊ ṫarsta ⁊, faoi ḋeireaḋ, ḃuail lasair aca Dáiṫí ⁊ ṫuit sé i mbun a ċos.

Riṫ a ċuid fear go dtí é, d'árduiġeadar suas é ⁊ ċonnaic siad go raiḃ sé marḃ. Rinneadar a ċaoineaḋ

go brónaċ ⁊ ċan na báird aṁráin ċaointe ag molaḋ a ġníoṁarṫa.

“Go héag arís,” adeir siad, “ní ċluinfeamuid a ġlór ná a ġuṫ, a ṡúil ġlas neaṁ-eaglaċ ní ḟeicfimid. Tá ár dtaca agus ár misneaċ agus ár laoċ agus ár gcroiḋe marḃ. Oċ! oċ! ón í ó! naċ brónaċ an lá againn an lá so, ⁊ naċ duḃaċ an lá ḋúinn an lá a dtángamar ar an turas so!”

Ċaoin siad mar sin é ar feaḋ i ḃfad ⁊ annsin d'árduiġeadar leo é ar ais go hÉirinn, ⁊ ċuireadar é i Ráṫ Ċruaċan i gConnaċtaiḃ.

Eas Ruaiḋ : Eas Aoḋa Ruaiḋ Ṁic Ḃaḋairn, an t-árd-rí a báṫaḋ san eas, A. M. 4518.

Ba ḃeag leis : he did not think it enough.

Céard ; cad : caidé : créad.

Ó indiu : ó'n lá indiu.

Ráṫ Arċaill : i gContae Ṡligiġ ?

An Ṁuaiḋ : The river Moy in Mayo.

I ngan-ḟios : i gan ḟios : gan a ḟios.

Níor ṁór ḋó : ċaiṫfeaḋ sé.

Cé'n ċiall duit : caidé 'n ċiall tá ḋuit.

Do'n Ḟrainnc : go dtí an Ḟrainnc.

Niall Mór .i. Niall Naoi-ġiallaċ.

Ċuir sin sástaiḋeaċt ar : ṫug sin sásaṁ do.

Ní raiḃ uaiḋ : ní raiḃ ag teastáil uaiḋ : ní raiḃ i n-éaġmuis air.

Ċun a : agá n-a : ċuig n-a.

Ros na Ríoġ, Rosnaree, on the Boyne.

Áit a raiḃ : áit ann a raiḃ : áit i n-a raiḃ.

Le n-a ṁáṫair : ag n-a ṁáṫair.

Ċinneadar : rinneadar rún : they determined.

Níor sia : níor ḟuide.

dtiubraḋ : dtaḃairfeaḋ.

Gan ceist a ċur air : gan troid a ċur air.

D'ḟágaiḃ : d'ḟág.

go Muir nIoċt, ó ḋeas ó'n mBreatain ; go dtí 'n muir ó ḋeas de'n Ḃreatain.
Do'n : go dtí an.
Sliaḃ nEalpa : the Alps.
Beiṫiḋiġ éigéil : beiṫiḋiġ ḟiaḋáine.
Gleáraḋ báisdiġe : báisdeaċ a ġníos torann mór ar ṫuitim di.
Fúṫa agus ṫarsta : ar gaċ taoḃ díoḃ.
Ar feaḋ i ḃfad : tamall fada.
Ráṫ Ċruaċan, Rathcroghan, in Co. Roscommon.

---

## VII.—NAOṀ PÁDRAIG.

Gnás : a habit.
Goirm : urraim : respect.
Coiṁiġṫeaċ : strange, foreign.
Coṁluadar : company.
Rí-ḟile : an-ḟile : toġa file : an excellent poet.
Aibiḋ : ripe : quick-witted.
Ciṫ : a shower.
Smúit : light darkness caused by mist, fog, smoke, etc.

ĊUAIḊ fir Éireann go Teaṁair, Doṁnaċ Cásg, ar fleiḋ ⁊ ar féasta ag an ríġ. Ḃí gnás an uair sin aca le goirm a ṫaisbeáint do ḋuine coiṁiġṫeaċ a ṫiocfaḋ ċuca : nuair a ṫigeaḋ sé isteaċ d'éirġeaḋ gaċ a mbíoḋ sa tiġ 'na seasaṁ i n-onóir ḋó. Ḃí an coṁluadar so 'na suiḋe ag an ḃfleiḋ, na doirse dúnta aca agus iad ag caint ⁊ ag coṁráḋ ⁊ ag iṫe, agus níor ḃ'ḟada ḋóiḃ nó gur ṡeas Pádraig go hobann 'na measg. D'ḟéaċ an fear i ḃfus ar an ḃfear ṫall agus is ar éigin a ḃí sé i gceaċtar aca labairt, ḃíodar ċoṁ hiongantaċ soin de. D'éiriġ Dubṫaċ, mac Luġair, 'na ṡeasaṁ ⁊ óigḟear dá ṁuinntir, dar b'ainm Fiaċ. D'ḟan an ċuid eile go

léir 'na suiḋe. Ba rí-ḟile é Duḃṫaċ ⁊ fear aibiḋ agus ċreid sé i nDia. Ṫug Pádraig a ḃeannaċt dó.

Ṫuig na draoiṫe go maiṫ naċ raiḃ aon duine sa tír ní buḋ cuṁaċtaiġe ná an Naoṁ, ⁊ ṫáinig eagla orṫa go dtiocfaḋ droċ-ṁeas orṫa féin mar ġeall air. Ḃ'uime sin a rinneadar rún é ċur de'n tsaoġal, dá mb'ḟéidir é. D'ullṁuiġeadar deoċ dó ⁊ ċuireadar niṁ innti, aċt ċonnaic Pádraig an draoi, Lugaḋ Maol, ag cur na niṁe san diġ. Ṫairg an draoi an deoċ do Ṗádraig annsin. Ġlac Pádraig í agus ḃeannuiġ sé í. An cupán a raiḃ sí ann d'iompuiġ sé ar a ḃéal faoi é ⁊ ṫuit an niṁ amaċ, aċt d'ḟan an deoċ sa gcupán. D'ól sé an deoċ annsin.

Níor ṡásuiġ sin na draoiṫe. "Déanamuid cleasa ar an maiġ mór so amuiġ," arsa Lugaḋ Maol leis an Naoṁ.

"Cé na cleasa?" adeir Pádraig.

"Tugmaois sneaċta anuas ar an talaṁ," ars' an draoi.

"Ní maiṫ liom-sa," arsa Pádraig, "dul i n-aġaiḋ tola Dé."

"Ḃéarfad-sa an sneaċta anuas os coṁair an tsluaiġ," adeir an draoi. Ḃí áṫas ag teaċt air agus ċeap sé go raiḃ an Naoṁ i sáinn aige.

Ṫosuiġ sé annsin ag cantain laoiṫe draoiḋeaċta ⁊ ṫosuiġ ciṫ mór sneaċta ag tuitim. Ba gearr go raiḃ brat sneaċta ar an talaṁ a ḃí trí troiġṫe ar áirde.

"Ċímid go léir é sin," adeir an Naoṁ, "aċt cuir an ais arís é, má's féidir leat é."

"Ní ḟéadfainn sin a ḋéanaṁ," arsa Lugad, "go dtí an tráṫ so i mbáireaċ."

"Tá ionnat an t-olc a ḋéanaṁ," arsa Pádraig, "aċt níl ionnat an ṁaiṫ a ḋéanaṁ."

Ḃeannuiġ sé féin an maġ annsin agus d'imṫiġ an sneaċta ar an toirt, cé naċ dtáinig gaoṫ ná grian le n-a ḋíbirt.

Rinne an draoi gníoṁ eile: ṫug sé dorċadas ar an talaṁ. Ġáir an sluaġ amaċ agá ṁolaḋ nuair a ṫug sé an smúit ḋorċa orṫa.

"Cuir as an dorċadas arís," adeir an Naoṁ.

Ní ḟéadfaḋ Lugad sin a ḋéanaṁ. Ḃeannuiġ Pádraig féin an maġ arís, ⁊ d'imṫiġ an dorċadas mar sgaipfeá le séideoig é; sgairt an ġrian amaċ go háluinn ⁊ ṫáinig an-ṁeas ag na daoinib ar an Naoṁ.

Ḃ'os comair an ríoġ do rinneaḋ na gníoṁarṫa soin ⁊ ṫaitin siad leis go maiṫ. Ṁol sé annsin do Ṗádraig ⁊ do'n draoi a gcuid leaḃar a ċaiṫeaṁ san uisge, "⁊," adeir sé, "cibé duine agaiḃ a dtiocfaiḋ a leaḃra slán déanfamuid aḋraḋ ḋó."

"Ní ḋéanfad-sa sin," aduḃairt an draoi, "óir is é Dia an uisge Dia an ḟir seo." Ċuala sé go gcuireaḋ Pádraig uisge ar ċeann gaċ aon duine a ḃaisteaḋ sé.

"Caiṫiġiḋ ḃur leaḃra sa teiniḋ, mar sin," adeir an rí, "⁊ an té a dtiocfaiḋ a leaḃra slán déanfamuid aḋraḋ ḋó."

"Ní ḋéanfad-sa aṁlaiḋ," ars' an draoi, "óir aḋrann an fear so dia uisge ⁊ dia teineaḋ gaċa le bliaḋain." Ḃí lán a ċroicinn d'ḟaitċeas ag an draoi roiṁ an Naoṁ.

Labair Pádraig annsin. "Ní heaḋ," adeir sé leis an draoi, "aċt déanmaois teaċ d'aḋmad úr ⁊ téiriġ



Níor dóġaḋ Beinín.

ċusa isteaċ ann ⁊ brat le hógánaċ de mo ṁuinntir-se umat, ⁊ déanmaois teaċ eile d'aḋmad ċríon ⁊ téiḋeaḋ ógánaċ de mo ṁuinntir-se isteaċ ann ⁊ brat leat-sa uime. Dúnamaois an dá ṫiġ ⁊ tugamaois teine dóiḃ, ⁊ tugaḋ Dia breiṫ oraiḃ araon."

Rinneadar sin. Rinneaḋ teaċ d'aḋmad úr ⁊ cuireaḋ an draoi ann; rinneaḋ teaċ eile d'aḋmad ċríon ⁊ cuireaḋ deisciobal le Pádraig d'ar ḃ'ainm

Beinín ann ⁊ brat an draoi uime. Ċuireadar brat Ḃeinín ar an draoi. Tugaḋ teine do'n dá ṫiġ ⁊ ṫosuiġ Pádraig ag ráḋ urnaiġṫe. Las an t-aḋmaḋ úr suas, mar ċuirfeá teine i mbarraċ, loisgeaḋ an teaċ ⁊ an draoi, aċt brat Ḃeinín níor ḃain an teine leis. Níor dóġaḋ Beinín san tiġ eile, aċt rinneaḋ luaiṫ de ḃrat an draoi a ḃí uime.

Ḃí fear i gCúige Ulaḋ an t-am soin dár ḃ'ainm Mac Cuill. Buḋ droċ-ḋuine é, ⁊ ḃíoḋ sé ag baint a gcuid earraḋ de na daoiniḃ gan ḃuiḋeaċas dóiḃ ⁊ 'gá marḃuġaḋ. Ṫug Naoṁ Pádraig cuairt air. Nuair a ċonnaic Mac Cuill ag teaċt é, duḃairt sé le n-a ṁuinntir:

“Seo é ċugainn an fear a ḃíos ag meallaḋ na ndaoine. Téiḋeamuid go dtí é go ḃfeiceamuid an ḃfuil aon ċuṁaċta ag a Ḋia.”

Ċuireadar fear dá muinntir féin 'na luiġe ar an talaṁ ⁊ duḃradar leis bás bréige a leigean air féin. Rinne an fear sin ⁊ cuireaḋ brat ar a éadan. Ċuadar annsin go dtí an Naoṁ ⁊ duḃradar leis: “Tá fear annso a fuair bás orainn ⁊ guiḋ ar do Ḋia go dtógfaiḋ Sé ó'n mbás é.”

“Mo ṫruaġ sin,” arsa Pádraig, “ní hiongnaḋ liom é ḃeiṫ marḃ.”

Ṫógadar an t-éadaċ d'éadan an ḟir ⁊ ḃí an fear marḃ dáríriḃ. Ċuir sin an-eagla ⁊ an-iongantas ar na daoiniḃ ⁊ ċreid Mac Cuill annsin i nDia. Ġuiḋ Pádraig ar son an ḟir a ḃí marḃ ⁊ d'éiriġ seisean ó'n mbás arís.

Ar fleiḋ ⁊ ar féasta : ar dinnéar ⁊ ag déanaṁ go subaċ : in feasting and merriment.

Dúnta : dúinte : druidte : iaḋta.

Níor ḃ'fada dóiḃ : ní raḃadar i ḃfad amlaiḋ.

Go hobann : go tobann.

Ar éigin : hardly : scarcely : *lit.*, on force.

A ḃí i gceaċtar aca : a ḃí ceaċtar aca i n-an' : a ḃí ceaċtar aca ábalta.

Dar ḃ'ainm : dar b'ainm : whose name was.

Ní ba cuṁaċtaiġe : more powerful.

Eagla : faitċeas : fear.

Ḃ'uime sin : b'ar an aḋḃar soin : therefore ; it was for that reason.

É ċur de'n tsaoġal : a ṁarḃuġaḋ : *lit.*, to put him off the earth.

D'ullṁuiġeadar : they prepared.

Ṫairg an draoi : the druid offered.

Déanamuid : déanmaois.

Ar an maiġ mór : ar an maġ ṁór.

Tugamaois : tugamuid.

Ḃéarfad-sa : ḃéarfaiḋ mise.

Ag cantain : chanting.

Buḋ gearr : buḋ ġearr.

Ar áirde : ar doiṁne.

Ċímid : feiceann muid.

Ní ḟéadfainn : ní féidir daṁ.

Tá ionnat : tá tú i n-ann : tá tú ábalta ar.

Ar an toirt : at once.

Agá ṁolaḋ : praising him.

Cuir as : cuir ar siuḃal : díbir.

Cibé : cébí : cib' arb é : pé : pé ar biṫ (ṗé brí).

Déanfamuid : ḋeanfamuid.

Dia uisge ⁊ dia teineaḋ gaċa le : dia an uisge ⁊ dia na teineaḋ gaċ darna.

Lán a ċroicinn : thoroughly : *lit.*, full of his skin.

Faitċeas roiṁ : afraid of.

Téiriġ ṫusa : téiḋ ṫusa : teiġir-se.

Umat : ort. Uime : air.

Tugamaois teine dóiḃ : cuirimís teine leo.

Dóġaḋ : dóiġeaḋ.

Téiḋeamuid go dtí é : téiḋmid ċuige.

Ag a Ḋia : agá n-a Ḋia : ag n-a Ḋia : aige n-a Ḋia.

Bás bréige : a sham death.

An-eagla : ar ḟaitċeas.

## VIII.—CIARÁN MAC AN tSAOIR.

Séipéal: teaċ pobail, a chapel.
Míorḃuiltí: gníoṁarṫa iongantaċa naċ ḃfuil nádúrḋa.
Tréad: sgata beiṫiḋeaċ nó caoraċ.
Ceanntar: limistéar, a district.
Iasaċt: a loan.
Aisling: brionnglóid.
Toirṫeaċ: toraiḋ air, fruitful.
Raṫ: séan, áḋ, raṫaṁnas.
Faice: rud, éinníḋ.
Cuṫaċ: an-ḟearg.
Ráiṫe: trí ṁí, three months.
Curaċ: a canoe.
Freis: leis, i n-éinḟeaċt leis, i n-éindiġ leis, in' ḟoċair.
Ceileaḃar: ceól, cantan.
Compánaċa: companions.
Teóluiḋe: compóirteaċ, snug.
Fasgaṁail: sheltery.
Daiḃḃir: boċt.
Soilear: leas, maiṫ, caḃair, furtaċt.

Ciarán mac an tSaoir an fear a ċuir an ċéad teaċ ar bun do'n Eaglais i gCluain Ṁic Nois. Ṫóg sé an "eaglais ḃeag" insan áit sin, insa mbliaḋain 544. An "eaglais ḃeag" an t-ainm a ṫug sé ar an séipéal.

Rugaḋ Ciarán i gconndae Ros Comáin insa mbliaḋain 511. Beóit mac Olcáin a b'ainm dá aṫair. Fear déanta carbad a ḃí i mḃeóit, saor stuamḋa aḋmaid ⁊ ḃí sé deas-láṁaċ ag déanaṁ neiṫe eile dár ḃain le ceird na siúinéaraċta. Ḃí sé 'na ċoṁnuiḋe i Laṫarna, i gcúiġe Ulaḋ. Darearca, inġean Earcáin ṁic Ḃuaċalla, máṫair Ċiaráin. Do b'as Ciarraiġe Iarluaċra ise. Ḃí triúr inġean aici ⁊ cúigear mac; buḋ é Ciarán an tréas mac.

Ainmire mac Colgáin, droċ-rí a ḃí i gcríċ Uí Néill

an t-am soin, ċuir sé na daoine faoi ċíos ṫrom. Bí Beóit faoi, aċt ní ṫiuḃraḋ Beóit toil ar an gcíos trom a ḋíol, ⁊ ċuaiḋ sé ar a ṫeiċeaḋ ó'n ríġ go cúige Ċonnaċt. Ċuir sé faoi i gconndae Ros Comáin ⁊ ċaiṫ sé an ċuid eile dá ṡaoġal ann.

Bí Ciarán 'na ḋuine naoṁṫa ó n'óige, agus tá sé

Ciarán, an Bó ⁊ an laoġ.

againn ó na húġdair go ndearnaiḋ sé a lán míorḃuiltí. Buḋ í an obair a tugaḋ ḋó: a ḃeiṫ ag soruiḋeaċt, 'sé sin, i gcionn beiṫiḋeaċ ⁊ ag tabairt aire ḋóiḃ. Ní ḋóiġ go raiḃ sé taoḃ leis an obair sin. Ċuir sé foġluim éigin air féin, freisin, ⁊ bíoḋ sé ag léiġeaḋ a

leabair ⁊ é ag fosuiḋeaċt. Ġníoḋ sé maiṫ i gcoṁnuiḋe nuair a d'ḟéad sé é, agus ḃí daoine fá ċumaoin ṁór aige.

Baḋ ṁiṫid leis, fá ḋeireaḋ, teaċt d'ḟoġluim eagna go Finnéan Ċluana hIraird. D'iarr sé bó ar a aṫair ⁊ ar a ṁáṫair ag imṫeaċt dó le tabairt leis, mar nár ṁór leis luaċ saoṫair a ṫabairt d'Ḟinnéan ar son an oideaċais a ḃí le fáġáil aige uaiḋ. Buḋ ba an saiḋḃreas a ḃíoḋ ag daoiniḃ an uair sin. Duḃairt a ṁáṫair naċ dtiuḃraḋ sí aon bó ḋó. Ḃeannuiġ sé bó de'n tréad annsin agus d'imṫiġ leis go Cluain Iraird. Go haibéil 'na ḋiaiḋ sin ṫáinig an bó 'na ḋiaiḋ, agus laoġ le n-a cois. D'ḟan sí i gCluain Iraird agus ṫug sí a ndóṫain bainne do ḋáréag an fad ⁊ ḃí sí ann. Bó oḋar ab eaḋ í ⁊ nuair a cailleaḋ í cuireaḋ a croiceann go dtí Ciarán, go Cluain Ṁic Nois. De'n ċroiceann soin a rinneaḋ Leaḃar na hUiḋre, 'na ḋiaiḋ sin.

Nainniḋ Saoḃruisg ó ċeanntar Loċa hÉirne, ṫáinig sé go Finnéan ar coláiste agus gan aon leaḃar aige. Duḃairt Finnéan leis leaḃar 'iarraiḋ ar na macaiḃ léiġinn. Ċuaiḋ Nainniḋ tart, ag iarraiḋ iasaċt leaḃair, aċt ní ḟéadfaḋ sé aon leaḃar fáġáil. Ḃí leaḃra gann ⁊ ḃí gnoṫa ag gaċ uile ḋuine dá leaḃar féin.

“Ar iarrais leaḃar air siúd ṫall,” arsa Finnéan, ⁊ é ag breaṫnuġaḋ anonn ar Ċiarán.

“Níor iarras,” ar Nainniḋ.

“Iarr leaḃar air,” ar Finnéan.

Ċuaiḋ Nainniḋ ⁊ d'iarr sé an leaḃar. Ḃí an leaḃar osgailte ag Ciarán an t-am soin, ⁊ é ag léiġeaḋ: "gaċ ní is áil liḃ a ḋéanaṁ ḋaoiḃ ó ḋaoiniḃ, bíḋ aṁlaiḋ sin a ḋéanfas siḃ-se ḋóiḃ," agus ṫug sé an leaḃar do Nainniḋ ar an toirt. Ḃí Colm Cille i gCluain Iraird an t-am soin.

Nuair a ḃí Ciarán tamall maiṫ i ḃfoċair Ḟinneáin, ṫug sé cuairt ar Énna i nÁrainn. Ḃí an aisling ċéadna ag Ciarán agus ag Éanna, oiḋċe .i. crann mór toirṫeaċ a ċonncadar i lár na hÉireann ar ḃruaċ sroṫa ⁊ dídean ag an oileán ar fad ó'n gcrann. Agus ċuaiḋ toraḋ an ċrainn ṫar an ḃfairrge agus ṫigeaḋ éanlaiṫ an doṁain ⁊ ṫugaidís cuid de'n toraḋ leó, facṫas do'n ḃeirt san aisling.

"An crann mór úd," ar Éanna, "sin é ṫusa féin, óir béiḋ Éire lán det' onóir, agus sásfuiḋear go leór ó do raṫ ⁊ ót' urnuiḋṫiḃ, agus imṫiġ, i n-ainm Dé, ⁊ cuir eaglais ar bun ar ḃruaċ an tsroṫa soin."

D'imṫiġ Ciarán annsin ⁊ ṫáinig sé go hInis Caṫaiġ. Ċaiṫ sé sgaṫaṁ ar an oileán soin i n-éinfeaċt le Seanán. Roinn sé cuid d'á ċuid éadaiġ ar ḃoċtaiḃ Dé ⁊ b'éigin do Ṡeanán éadaċ a ṫaḃairt dó.

Ċuaiḋ sé suas an tSionainn i gceann tamaill, ó Ṡeanán, ⁊ ċuir sé faoi i nÍseal, áit i n-aice le Cluain Ṁic Nois a ṫug Coḃṫaċ mac Breacáin dó. Ḃí bráiṫre san áit sin aige. Ní ḟágaḋ Ciarán faice aige féin ná ag na bráiṫriḃ gan taḃairt do na boċtaiḃ. Ċuireaḋ sin cuṫaċ ar na bráiṫriḃ, ⁊ duḃradar leis, fá ḋeireaḋ, imṫeaċt ina roġa ceard uaṫa, naċ ḃféadfaidís a ḟearaṁ ní b'ḟuide.

D'imṫiġ leis suas an aḃainn ⁊ rinne sé áitreaḃ ḋó féin ar Inis Aingin, ó ṫuaiḋ de Ḃéal Áṫa Luain. Ċuir sé mainistir ar bun ar an oileán soin; ⁊ ṫáinig bráiṫre as gaċ uile áird ċuige. Ċaiṫ sé trí bliaḋna ⁊ ráiṫe ann. Taréis an ama soin ṫáinig fear ar ḃ'ainm dó Donnán ċuige—mac dearḃráṫar do Ṡeanán do ḃ'eaḋ é. Ṫug Ciarán an inis suas dó, agus ṫug sé a ċlog ⁊ a ḟoirgéal dó, agus d'imṫiġ sé féin síos an aḃainn arís i gcurach, ag cuartuġaḋ áite a gcuireaḋ sé faoi. Ḃí oċtar eile freis. Ċuireadar i dtír, sa deireaḋ, ag Árd Tiobraid, .i. ag Cluain Ṁic Nois. Ḃreaṫnuiġ Ciarán faoi is tairis agus ṫaiṫniġ an áit go maiṫ leis. Feadaiġil ḟuar na gaoiṫe géire, fuaim an tsroṫa insan aḃainn ⁊ ceileaḃar na n-éan, sin é a raiḃ de ġleó le ḃeiṫ ag cur as dó i n-Árd Tiobraid. Ḃí an áit uaigneaċ aċt ḃí sé folláin.

Roiṁ Féil Ḃriġde a ṫáinig sé ann. Ṫosuiġ sé féin ⁊ a ċompánaċa ag déanaṁ tiġte, agus ḃí "eaglais ḃeag," ⁊ tiġte eile a ṫeastuiġ uaṫa, ḃíodar déanta aca fá Ḃealtaine. Ní tiġte móra árda galánta ceann slinne a rinneadar, aċt boṫáin ḃeaga a ḃí te teóluiḋe sasgaṁail. Ċeiṫre ṁí 'na ḋiaiḋ sin, an 9aḋ lá de Ṁí Ṁeaḋoin an Ḟoġṁair, sa mbliaḋain 544, cailleaḋ Ciarán mac an tSaoir, agus gan é aċt i n-aois a trí bliaḋna déag ar fiċid.

Ba caoin ceannsa séiṁ simpliḋe suḃáilceaċ an fear é Ciarán. Ḃí gaċ uile ḋuine buiḋeaċ ḋe, mar ġeall ar a ḋeaġ-ċroiḋe ⁊ mar ġeall ar an gcaḃair a

ṫugaḋ sé do ḋaoiniḃ gaċ uile uair dár ḟéad sé é. Mar duḃairt an Bairéadaċ:

“Bí an saiḋḃir ’s an daiḋḃir i ngráḋ leis
Mar ġeall ar a ċroiḋe maiṫ mór.”

Na boiċt a d’iarr greim bíḋ air nó falaċ éadaiġ, ṫug sé biaḋ agus éadaċ dóiḃ; nuair a rinne sé leas do’n ḟear saiḋḃir—⁊ tá sé tugṫa síos gur leig Dia ḋó a lán gníoṁarṫa míorḃuilteaċa a ḋéanaṁ—nuair a rinne sé soilear do’n ḟear saiḋḃir, ċúitiġ an fear saiḋḃir leis é. Tá le ráḋ go raiḃ capall ag Aonġus mac Críoṁṫainn a raiḃ an-ṗráiḋinn aige as ⁊ gur cailleaḋ é. Duḃraḋ gur ṫóg Ciarán an capall ó’n mbás ⁊ gur ḃronn Aonġus fearann mór air as a uċt. Fuair sé talaṁ, freisin, ó Ríġ na Miḋe ċun é féin ⁊ na bráiṫre eile bí ina ḟoċair a ċoṫuġaḋ. Aċt ní maoin ná saiḋḃreas saoġalta a ḟanntuiġ sé aċt maiṫ a ḋéanaṁ as uċt Dé.

Cluain Ṁic Nois: tá an áit ar ḃruaċ ṫoir na Sionainne tuairim le 9 míle ó ḋeas de Ḃéal Áṫa Luain.

Fear déanta carbad: fear a ġníoḋ cóistí.

Saor aḋmaid: siúinéara, fear a ḃíos ag oibriuġaḋ aḋmaid.

Ceird na siúinéaraċta: ceird an ḟir aḋmaid, carpentry.

Laṫarna: baile atá i gConndae Aontruim, ar ḃruaċ na fairrge ó ṫuaiḋ de Ḃéalfeirste.

An cíos a ḋíol: an cíos íoc.

Ċuaiḋ sé ar a ṫeiċeaḋ: ṫeiċ sé; d’imṫiġ sé ċun siuḃail as an mbealaċ.

Ag foruiḋeaċt: i gcionn beiṫiḋeaċ ⁊ ’gá gcongḃáil ó ḃeiṫ ag déanaṁ foġlaċ.

Taoḃ leis an obair sin: gan aon obair eile le déanaṁ aċt an obair sin.

Daoine fá ċumaoin aige: leas deanta aige do ḋaoiniḃ ⁊ fiaċa an ċúitiġṫe aige orṫa.

Ba ṁiṫid leis: ċeap sé go raiḃ sé i n-am aige, go mba ṁiṫid dó

D'ḟoġluim eagna: ċun eagna nó críonnaċt d'ḟoġluim.

Cluain Iraird: i gcúige na Miḋe a bí a ṁainistir ⁊ a ċoláiste ag Finneán.

Luaċ saoṫair: tuarastal nó páiġe ar son oibre.

Go haibéil: go goirid, go gairid, go gearr.

Ḋáréag: (.i. dó + fear + déag). dá ḋuine déag.

Oḋar: daṫ duḃ-buiḋe.

Leaḃar na hUiḋre .i. Leaḃar na bó uiḋre, an leaḃar a rinneaḋ de ċroiceann na bó a ṫáinig le Ciarán go Cluain Iraird. Maol-ṁuire mac Ċéileaċair, mac mic Ċuinn na mBoċt an fear a sgríoḃ a lán seanċuis insa leaḃar i gCluain Mic Nois i ḃfad i ndiaiḋ báis Ċiaráin.

Ċuaiḋ N. tart: ġaḃ sé anonn ⁊ anall ar fud na háite.

Ḃreaṫnuġaḋ: féaċaint, inḟiúċaḋ.

A ḋéanaṁ ḋaoiḃ ó ḋaoiniḃ: go ndéanfaḋ daoine eile ḋaoiḃ.

Biḋ aṁlaiḋ sin a ḋéanfas siḃ-se: déanaiḋ-se mar an gcéadna, .i. mar baḋ ṁaiṫ liḃ daoine a ḋéanaṁ ḋaoiḃ.

I ḃfoċair: fré, i n-éinḟeaċt le.

Árainn: oileáin Árann i mbéal cuain na Gaillṁe.

Dídean ó'n gcrann: ṫug an crann dídean nó fasgaḋ.

Faċtas do'n ḃeirt: ḟaoil an ḃeirt go ḃfacadar.

Sásfuiḋear go leór: ġeoḃaiḋ go leór daoine sásaṁ.

Inis Caṫaiġ: inis atá i n-aice le béal na Sionainne amaċ ó Ḃaile Ċill Ruis, Scattery Island.

Áitreaḃ: áitiuġaḋ, áit ċoṁnuiḋṫe.

Inis Aingin: insa tSionainn atá an t-oileán so.

A ḟoirsgéal: leaḃar an tsoirsgéil.

Ċuireadar i dtír: ṫángadar isteaċ go tír.

Faoi is tairis: ar gaċ aon taoḃ de, timċeall air.

Ag cur as dó: ag cur ṫrioblóide air, bothering him.

Fá Ḃealtaine: um Ḃealtaine.

Cailleaḋ Ciarán: fuair Ciarán bás.

Falaċ éadaiġ: éadaċ le clúdaḋ a ḋéanaṁ do ḋuine.

Ċúitiġ an fear: ṫug sé rud ar son, ṫug sé rud mar íocaiḋeaċt ar son.

Aonġus mac Críomṫainn: rug sé buaiḋ i gcaṫ Ḋroma Laoġaire ar Ḋiarmuid mac Cearḃaill.

An-ṗráiḋinn aige as: an-ṁór-ċúis air mar ġeall air; an-ríméad aige as.

Fearann mór: go leór talṁan.

## IX.—OSGAR AGUS MEARGAĊ.

Do sguir an dís deaġ-laoċ ó'n ngleó
  An oiḋċe sin is ba ċréaċtaċ tinn
A gcuirp, a ḃfeoil is a gcnáṁa,
  Gan ḃríġ, gan ḃláṫ, gan ḟeiḋm.

Ar n-a ḃáireaċ, ar aṁarc lae,
  D'ionnsuiġ a ċéile an dís go dian,
Ba ċalma neart is gníoṁ láṁ,
  Ar talaṁ d'á dtáinig riaṁ.

Dob' iad siúd, a Ṗádraig, an dís
  Ba ġairḃe is ba ṫréine i ngleó,
'S is fearr do ċuireaḋ isteaċ go cnáiṁ
  Lann is láṁ d'á ḃfaca fós.

Ní ḟacas fós dís mar iad,
  I neart, i rian ná i dtréan-lúṫ,
I gcalmaċt, i mire, is i misneaċ,
  Is i n-imirt, ar meanmain, dar liom.

Ní ḟaca a saṁail siúd araon,
  Ag fulang trom-ḃéimeann cruaiḋ,
Ag gearraḋ feóla is cneas caoiṁ,
  Ag seasaṁ gan sleaḋ, gan suan.

I dtreise, i dtréine 's i lúṫ,
Gan teirce a ḃfonn 'na ndáil,
Do ḃí an dís gan sgur ó'n ngníoṁ,
De ló nó d'oiḋċe ar feaḋ deiċ lá.

"A Ṁeargaiġ ċruaiḋ na lann nglas,"
Ar Osgar go teann ós árd,
"Is mór an náire ḋúinn araon
Fad tá 'n gleó ar ár láiṁ."

"A Osgair, is tú is cruaiḋe láṁ
D'ár imir im' ċoṁḋáil riaṁ,
Do ṫuitim liom is é críoċ,"
Ar Meargaċ, "is do líon na ḃFiann."

"Ní hé mo ċríoċ, ná críoċ na ḃFiann,
A Ṁeargaiġ ċruaiḋ na nglas-lann,
Tuitim mar luaiḋir leo' láiṁ,"
Ar Osgar na ráiḋte teann.

Do ġlac Osgar na lann ngéar
Meanmain, cé gur ḃaoṫ a ṡnuaḋ;
Níor ḃ'ḟada go nduḃairt tar éis
An teann-ġlór Meargaċ: "Baḋ ṁaiṫ suan."

"Béiḋ tú ar díṫ bíḋ ná suain,
A Ṁeargaiġ ċruaiḋ," ar Osgar áiġ,
"Nó gur ḋuit ar díṫ cinn
Nó ḋaṁ-sa, mar ṁaoiḋir, ar lár."

Níor ḃ'ḟada ḋúinn taoḃ ar ṫaoḃ
  Ag feiṫeaṁ is ag éisteaċt leó,
Go raiḃ Meargaċ ar ċúl sgéiṫe
  Ag Osgar na mbéimeann gcruaiḋ.

Ní ḟuair sgíṫ ná sosaḋ ó Osgar
  Aċt gaċ béim cuilg d'á leagaḋ go teann,
I bfoirċeann an ċoṁraic ċruaiḋ,
  De Ṁeargaċ gur ḃuain a ċeann.

Dís, dias, beirt, dá ḋuine.
Ó'n ngleó, ó'n troid, ó'n dtroid.
Ċréaċtaċ, gonta, wounded.
Feiḋm, neart, spreacaḋ, strength.
Ar aṁaruc lae, le héiriġe lae.
D'ionnsuiġ a ċéile an dís, d'ionnsuiġ an dís a ċéile.
Ar talaṁ d'á dtáinig riaṁ, d'á dtáinig riaṁ ar talaṁ.
D'á bfaca, d'á bfacas.
Mire, luas, quickness, swiftness.
I n-imirt, ar meanmain, ċoṁ meanmnaċ i n-imirt, so spirited in playing.
Trom-béimeann, trom-builleaḋ, buillí troma.
Cneas caoṁ, croiceann mín.
Gan teirce a bfonn 'na ndáil, gan aon easbaiḋ orṫa fonn [troda] beiṫ orṫa: fonn troda a ndóṫain a beiṫ orṫa.
nGlas .i. glaise na sgillinge.
Fad, ċoṁ fada agus, an ḟad agus.
Ar ár láiṁ, ar láiṁ againn, idir láṁaiḃ againn, ar siubal againn.
Im' ċoṁḋáil, in m'aġaiḋ.
Is tú is cruaiḋe láṁ, is agat atá an láṁ is cruaiḋe.
Do ṫuitim liom, mé dod' ('ga do) ṁarḃuġaḋ.
Líon na bFiann, na Fianna go léir.
Luaiḋir, adeirir, adeir tú.
Na ráiḋte teann, a bíoḋ ag labairt go teann.
Baoṫ, lag, anbfann.
A ṡnuaḋ, a ġnúis, a éadan, his countenance.

baḋ ṁaiṫ suan, baḋ ṁaiṫ an rud dúinn suan.
Áiġ, uasal.
Nó gur ḋuit ar ḋíṫ cinn, nó go raiḃ (mbéiḋ) tú gan ċeann, nó go gcaillíḋ tú do ċeann.
Maoiḋir, ṁaoiḋeas tú, as you say, boast.
Ar lár, ar an talaṁ, leagṫa.
Ar ċúl sgéiṫe ag Orgar, ċuir Orgar i dteannta é.
Béim cuilg, buille de ċlaiḋeaṁ, buille colgaċ, garḃ-ḃuille.
i ḃfoirċeann, i ndeireaḋ, i gcríċ.

---

## X.—Deaġ-Ċaint.

### Séamus Búrc a ċan.

Mo ċíos ó Ḃéarra léigid ċugam i dtráṫ,
Spíosra 'n éisg maraon le ḟíon ó'n Spáinn,
Cé ḟaoilid céadta gurab im' Ṡéamus Búrc atáim.
Tá sgríoḃṫa im' éadan gur mé Ó Súil Aṁáin.

Béarra, Bere, a district in the south-west of Co. Cork.
Léigid, cuirid, leigeann siad.
Spíosra, a spice.
Maraon le, agus, also, together with.
Sgríoḃṫa im' éadan: mar naċ raiḃ le feiceál (le feiscint) in' éadan aċt leaṫ-ṡúil—ḃí an tsúil eile caillte aige.
'O Súil Aṁáin, Ó Súilleaḃáin.

---

### Tairḃe Torainn.

Is íseal goṫa na mór-sruṫ mór;
Is árd goṫa na mbeag-sruṫ mbeag;
An mart is mó géim is greaḃan
Is aici ḃíos an bleaġan beag.

Mart, bó.
Géim, glaoḋ bó, low of a cow.
Greaḃan, torann, noise.
Bleaġan, milking.

"Ní fearr biaḋ ná ciall."

Mairg do ġníos coṁráḋ gan tslaċt;
  Mairg naċ gcuireann smaċt air féin;
Ní sona do'n ġiolla ġrinn
  Ḃeiṫ gan sileaḋ pinn de ċéill.

Gan tslaċt, unbecoming.
Giolla grinn, a jester, a funny person, one who makes jokes.
Sileaḋ pinn, a drop that may be taken on the point of a pen.

---

## Méaraċa na láiṁe.

Ordóg, corr-ṁéar, méar ṁeaḋoin, tanaiste, luiḃgidín.

Tanaiste, an ṁéar is goire do'n luḃgidín.
Luiḃgidín, lúidín, luġdín, lúidicín, laġaircín, an ṁéar is luġa ag duine.

# XI.—RUAḊÁN AGUS DIARMUID.

Callaire, fear le fuagra a ṫabairt roiṁ ríġ, a herald.
Reilgí, uaiġeanna, áit le cuirp a ċur.
Tarngaireaċt, targaireaċt; a prophecy.
An-ḃás, a violent death.
Dé, deataċ.
Teaġlaċ, muinntir nó muirriġin tiġe, a household.
Ua, ó, mac mic, a grandson.
Cuireaḋ, an invitation.
Aoiḋiġeaċt, an ḟáilte, an riar ⁊ an freastal a ḟaġas duine nuair a ṫigeas sé ar cuairt go dtí caraid; hospitality.
Brat, fallaing a ṡroiċ síos go dtí na glúine.
Aṫ-ḃliaḋain, an ḃliaḋain 'na ḋiaiḋ.
Iomaire, a ridge.
Saill, feoil, feoil ṁéiṫ, fat.
Iṫreaċ, *gen.* of iṫir, tilled land.
Iogán, a craw of a bird.
Cleiṫ, rataí, taoḃáin ⁊ caolaċ tiġe agus iad déanta i gcuma cinn an tiġe.
Cliaḃraċ, cliaḃ, uċt, breast.
Tóiteán, dóiġeaċán, dóiġteán, a conflagration, a burning.

NUAIR a ḃí Diarmuid mac Cearḃaill ina ríġ ar Éirinn, ⁊ é 'na ċoṁnuiḋe i dTeaṁair, ṫug sé cuairt ar ċúige Ċonnaċt. Ċuir sé a ċallaire roiṁe, le fuagra a ṫabairt go raiḃ an rí ag teaċt, ⁊ nár ṁór gaċ uile níḋ a ḃeiṫ réiḋ fa n-a ċoṁair. Is síos go Críoċ Ṁáine a ċuaiḋ sé, an áit a raiḃ Aoḋ Guaire 'na ríġ. Ḃíoḋ de ċúram ar an gcallaire an uair sin an bealaċ a ḋéanaṁ fairsing, muna raiḃ sé sáṫaċ fairsing ċeana, ⁊ nuair a ṡroiċ sé árus Aoḋa, leag sé balla a ḃeaḋ 'sa mbealaċ ar Ḋiarmuid. Ċuir sin fearg ar ṁuinntir Aoḋa ⁊ ṁarḃuiġeadar an callaire.

Ba ṁór an ċoir í sin, agus ċaiṫfeaḋ Aoḋ sásaṁ a

ṫaḃairt do Ḋiarmuid ar a son. Ní raiḃ aon rún aige a ṫaḃairt, ⁊ d'imṫiġ leis ar a ṫeiċeaḋ. Ċuaiḋ sé go hEasbog Seanaiġ ⁊ ċuir seisean é go dtí col gaolṁar ḋó féin .i. go dtí Ruaḋán Loṫra. Ċongḃuiġ Ruaḋán tamall é, aċt ḃí an tóir go han-dian ina ḋiaiḋ ⁊ leig sé d'Aoḋ a ḋul go hAlbain, ar an mbealaċ. Ḃí cáirde ⁊ cuṁaċt ṁór i nAlbain ⁊ i mBreatain ag ríġ na hÉireann ⁊ ba ġearr go mb'éigin d' Aoḋ Guaire filleaḋ ar Loṫra arís. Rinneadar annsin poll talṁan agus ċuireadar i ḃfolaċ ann é. Ċuala Diarmuid go dtáinig rí Ua Máine ar ais go dtí Ruaḋán, ⁊ ċuir sé a ara ar a lorg. Dallaḋ an t-ara nuair a ṫáinig sé san áit a raiḃ Aoḋ. Ċuir Diarmuid fear eile i gcoinne Aoḋa, aċt ċaill seisean lúṫad a láṁ, ar a ṫeaċt dó i n-aice leis. Ċuaiḋ Diarmuid féin agá iarraiḋ annsin, ⁊ d'ḟiafruiġ sé de Ruaḋán cá raiḃ Aoḋ—ḃí a ḟios aige naċ n-innseóċaḋ Ruaḋán bréag.

"Ní'l a ḟios agam cá ḃfuil sé," arsa Ruaḋán, "mara ḃfuil sé fút féin."

Ṡaoil an rí gur ag magaḋ faoi a ḃí Ruaḋán agus d'imṫiġ sé; aċt nuair a ċuimniġ sé air féin ċeap sé go raiḃ Aoḋ i bpoll talṁan fá 'n úrlár. D'fill sé ar Ruaḋán ⁊ fuair sé Aoḋ Guaire agus é sa bpoll faoi ṫalaṁ. Ṫug sé leis ceangailte go Teaṁair é nó go gcroċtaoi é.

Aċt ní leigfeaḋ Ruaḋán a ċroċaḋ ċoṁ réiḋ sin. Ċuaiḋ sé go dtí Ḃréanainn Ḃiorra, áit a ḃí a seaċt nó hoċt de ṁíltiḃ soir díreaċ ó Loṫra, ⁊ ċuaiḋ an

ḃeirt aca go Teaṁair ag iarraiḋ Aoḋ Guaire a ḟaoraḋ. Duḃairt Ḋiarmuid nár ċeart dóiḃ saorsaċt iarraiḋ dó, agus an ċoir a rinne sé. Ṫosuiġ siad ag impiḋe ⁊ ag atċuinge air, Aoḋ a leiġean amaċ, aċt ní ġéillfeaḋ sé dóiḃ.



Ruaḋán ⁊ Bréanainn i láṫair Ḋiarmuda.

Ba gnáṫaċ, an uair sin, dá dtagaḋ fear go dtí teaċ fir eile ag iarraiḋ éinníḋ agus mara ḃfaġaḋ sé an rud ó ḟear an tiġe, ba gnáṫaċ leis fanṁaint 'na ṫrosgaḋ tamall fada de'n lá taoḃ amuiġ de ḋoras an tiġe nó go ḃfaġaḋ sé an rud a ḃíoḋ uaiḋ. Agus marar ṁaiṫ le fear an tiġe sgaraḋ leis an rud, ná géilleaḋ do'n impiḋe a cuirfiḋe air, ṫroisgeaḋ sé féin i n-aġaiḋ an té a ḃíoḋ ag iarraiḋ an roda. D'ḟan

Ruaḋán agus Bréanainn annsin ag trosgaḋ ⁊ ag paidireóireaċt i n-imṫeaċt lán-ḃliaḋna agus troisg Diarmuid ina n-aġaiḋ. Ḃuaḋadar air fá ḋeireaḋ. Ṫáinig an rí ċuca agus "Is olc a rinneaḃair é," adeir sé, "⁊ m'áit-se a lot ⁊ mé ag dídean na fírinne; agus go mbaḋ í an ċéad ḟairċe a millfear i nÉirinn t'ḟairċe, a Ruaḋáin," ar seisean, "⁊ go ḃfágaiḋ do ṁanaiġ tú."

"Béiḋ léan go luaṫ ar do ríoġaċt-sa," arsa Ruaḋán.

"Go mba fásaċ do ċaṫair-se, a Ruaḋáin," arsa Diarmuid, "go dtoċluiġiḋ muca do reilgí, ⁊ go dtigiḋ briseaḋ ⁊ beárna ar do ċorp."

"Béiḋ Teaṁair ina fásaċ," arsa Ruaḋán, "⁊ ní ḃeiḋ áitreaḃ go bráṫ innti."

"Torc allta go dtoċluiġiḋ an uaiġ ina gcuirfear do ċorp-sa," arr' an rí, "agus sgaipeaḋ go dtigiḋ ar do ċnáṁaiḃ."

Rinne Ruaḋán tarngaireaċt eile annsin .i. go ḃfuiġeaḋ Diarmuid an-ḃás, ⁊ naċ mairfeaḋ dé ná deataċ ná teaġlaċ 'na ḋiaiḋ i dTeaṁair agus naċ mbeaḋ mac ná ua le Diarmuid ina ríġ go deóiḋ.

Leigeaḋ Aoḋ Guaire amaċ saor annsin.

Ċuaiḋ Diarmuid ar cuairt timċeall na hÉireann, tamall 'na ḋiaiḋ sin, ⁊ fuair sé cuireaḋ ó Ultaċ, d'ar b'ainm Banḃán, a ṫeaċt oiḋċe ar aoiḋiġeaċt ċuige. Ċuaiḋ. Ḃí inġean áluinn ag Banḃán ⁊ d'iarr a máṫair uirri éadaċ a ṫaḃairt do'n ríġ. Ṫug sí casóg ⁊ brat ċuige ⁊ ċuir sé air iad.

"Is breaġ na héadaiġ iad sin," adeir na daoine.

"Tá díol ríoġ ionnta," arsa Banḃán. "Is ó aon ġráinne aṁáin ruis a ṫáinig an ċasóg. Cuireaḋ an gráinne ⁊ rinne sé sguab, an ċéad ḃliaḋain. Cuireaḋ aṫ-ḃliaḋain é ⁊ rinne sé iomaire, ⁊ ḃí sé ag fás nó go ndearnaḋ an ċasóg sin de, fá ḋeireaḋ. Agus an brat, is d'olainn aon-ċaoraċ a rinneaḋ é."

Leagaḋ biaḋ agus lionn fúṫa.

"Is maiṫ an tsaill ṁuice í sin," arsa na daoine.

"Sin saill ṁuice nár rugaḋ ariaṁ," arsa Banḃán.

"Cionnus sin?" adeir Diarmuid.

"Tá," adeir Banḃán, "an ċráin a raiḃ na bainḃ sin aici marḃuiġeaḋ í, baineaḋ na bainḃ aisti beó ⁊ tógaḋ iad."

"Is maiṫ an lionn é sin," arsa na daoine.

"Is maiṫ," adeir Banḃán, "is lionn ó aon ġráinne aṁáin é. Ċuaiḋ mé amaċ, lá, ag breaṫnuġaḋ ar mo ċuid itreaċ agus ṁarḃ mé éinín. Fríoṫ gráinne arḃair i n-iogán an éinín ⁊ ní raiḃ a ḟios cé an t-arḃar a ḃí ann. Cuireaḋ an gráinne i n-iomaire leis féin ⁊ ḃí lán gloice arḃair air, an ċéad ḃliaḋain. Ḃí sé ag fás ⁊ ag méaduġaḋ gaċ aon ḃliaḋain, uaiḋ sin amaċ, nó go raiḃ ár ndóṫain arḃair againn fá ḋeireaḋ le lionn a ḋéanaṁ, agus sin é anois an lionn."

D'féaċ Diarmuid suas ar ċleiṫ an tiġe.

"Ḃíomar amuiġ ag iasgaċ, lá," adeir Banḃán, gan fanṁaint leis an ḃfocal a ráḋ do'n ḟear eile; "⁊ ċonncamar cleiṫ an tiġe ċugainn sa ḃfairrge. Ṫógamar í, ⁊ sin í ṫuas anois í."

“Is fíor sin,” ars' an rí, “tá mo ḃás i ndán dom-sa anoċt.” Do hinnseaḋ ḋó roiṁ ré cé an bás a ḃí i ndán dó. Léim sé 'na ṡuiḋe nó go dtéiḋeaḋ sé amaċ ⁊ ġlaoḋ sé ar a ṁuinntir.

Ḃí Aoḋ Duḃ ag an doras roiṁe.

“Seo é do ḃealaċ,” adeir Aoḋ Duḃ; ⁊ leis sin, an gaṫ a ḃí 'na láiṁ aige, ċaiṫ sé leis an ríġ í, ċuir sé tré n-a ċliaḃraċ í ⁊ ḃris sé cnáṁ a ḋroma D'ḟill Diarmuid isteaċ ⁊ loisg na hUltaiġ an teaċ os a ċionn. Ḃí an rí ag cuartuġaḋ áite a dtiocfaḋ sé i ḃfolaċ ann ó'n tóiteán agus cá gcaiṫfeaḋ sé é féin ó'n lasair aċt síos i ndaḃaċ an leanna. Ṫuit cleiṫ an tiġe 'na ṁullaċ ⁊ marḃuiġeaḋ ṫíos sa daḃaċ é. Sin é an bás a tuaraḋ ḋó.

nár ṁór, gur ċóir, go mb'éigin, that it was necessary.

Críoċ Ṁáine, ceanntar a ḃí idir Cluain Tuaiscirt i gCo. Ros Comáin ⁊ ag síneaḋ ó ḋeas go dtí abainn na Gréine i gCo. an Ċláir, ⁊ ó'n tSionainn siar go hÁṫ na Ríoġ ⁊ an Ḃearna Ḋearg i nGaillim.

Aoḋ Guaire, Guaire Aiḋne, rí Ċonnaċt, a d'éag 662. Ḃí mac aige dár ḃ'ainm Aoḋ ⁊ ḃí an t-ainm céadna ar ḋearḃráṫair d'á aṫair. Duine de'n ḃeirt is dóċa ḃí i gceist ag an staraiḋe.

Sáṫaċ fairrsing: fairrsing go leór; fairrsing a ḋóṫain.

Easbog Seanaiġ; ḃí a ṁainistir ar Inis Caṫaiġ aige; tá an inis sin i n-aice le béal na Sionainne.

Col gaolṁar, a relative.

Loṫra, áit i dTiobraid Árann. Ċuir Naoṁ Ruaḋán mainistir ar bun ann.

An tóir go han-dian ina ḋiaiḋ, cuartuġaḋ géar air; ḃíodar ar a ndíċeall 'ġá ṫóraiḋeaċt.

Go mb'éigin, gur ḃ'éigean.

Dallaḋ an t-ara, the charioteer was blinded, rendered blind.

I gcoinne Aoḋa, fá ċoinne Aoḋa, (sent) for Hugh.

Lúṫad a láṁ, neart, spreacaḋ, láidreaċt a láṁ.

a ċroċaḋ, é do ċroċaḋ, *lit.*, his hanging.

Bréanainn, mac Neaṁain; ḃí a ṁainistir i mBiorra aige. Mair sé le linn Ċuilm Cille.

Biorra .i. fuarán. Baile sa gcúinne ṫiar ndeas de Ċo. an Ríoġ.

Nár ċeart, nar ḃuḋ ċeart.

Agus an ċoir, mar ġeall ar an gcoir, considering the crime.

Ag paidreóireaċt, ag ráḋ paidreaċa, urnaiġṫe.

Lán-ḃliaḋain, bliaḋain go hiomlán.

Ag díol na fírinne, ag taḃairt fasgaḋ nó sgáṫa do'n té a raiḃ an ḟírinne aige.

Go mbaḋ í, gur b'í.

Fairċe, paróiste, paráiste easbuig, deoġaise, deoġaiseas.

Millfear, ṁillfear.

T'ḟairċe, d'ḟairċe.

Áitreaḃ, a home.

Torc allta go dtocluiġiḋ, may a wild boar root up.

Sgaipeaḋ, sgapaḋ, sgabaḋ.

Tá díol ríoġ ionnta, they are fit for a king.

Gráinne ruis, a seed of flax seed.

Sguab, toirt sguaibe, dornán, a fistful.

Fúṫa, os a gcoṁair.

Tógaḋ, tóigeaḋ.*

Lionn, is sometimes *fem.*

Fríoṫ, fríṫ, fríṫeaḋ, fuarṫas, fuaraḋ, fuaras, was found.

Lán gloice, lán glaice.

Gaċ aon, gaċ uile.

Sin é ṫuas, sin ṫuas.

Sa daḃaċ; sa daḃaiġ; daḃaċ is *fem.* in Leath Mhogha.

A tuaraḋ ḋó, a duḃraḋ a ġeaḃaḋ sé.

# XII.—Na Loċlannaiġ.

Longṗort, a camp.
Dánaċt, stubbornness.
Meanman; *gen.* of meanma, courage, spirit.
Raċt, a fit (of coughing, etc.).
Cuṫaċ, an-ḟearg, rage.
Naṁadas, fuaṫ, gráin, enmity, hatred.
Ab, an abbot.
Fírinneaċa, upright, worthy.
Mórtaċas, cartannas, lágaiḋeaċt, intimacy, good terms.
An-ḟlaiṫeas, broid, bondage.
Gangaideaċ, go holc, droċ-intinneaċ, venomous, hostile.
Doċt, dlúiṫ, tight, stiff.
Croċadóirí, hangmen.
Triaṫa, chiefs.
Claḋaċaiḃ, walls, fences.
Ag díċeannaḋ, beheading.

Nuair a ḃí Maṫġaṁain, dearḃráṫair Ḃriain Bóruṁa, ina ríġ san Ṁuṁain, ḃí na Loċlannaiġ go han-teann i n-Éirinn. Ní raiḃ aon ḃaile mór sa tír naċ raiḃ seilḃ aca ar ċuid de, ⁊ is beag coláiste ná teampall a d'ḟágaiḃ siad ann gan sgrios ⁊ gan losgaḋ. Ḃí ríġte aca ḋóiḃ féin, ⁊ ar amannaiḃ, ṫigeaḋ droċ-Ġaeḋil ċuca do ċongnaṁ.

Ḃí Maṫġaṁain ⁊ Brian go síorṫuiḋe ag troid leis na Loċlannaiġiḃ, aċt ḃíoḋ na Loċlannaiġ ró-láidir aca. Buḋ é Caiseal príoṁ-ċaṫair na Muṁan an tráṫ soin. Ḃailiġ an rí a ṁuinntir sa n-ionad soin, ⁊ d'ḟiafruiġ sé ḋíoḃ céard do b'ḟearr ḋóiḃ a ḋéanaṁ—a' mb'ḟearr leo síoṫċáin a ḋéanaṁ leis na Danaraiḃ nó cogaḋ a ṫabairt dóiḃ? Laḃradar go léir idir ṡean ⁊ óg, ḃaineadar craṫaḋ as a gcuid arm ⁊ duḃradar d'aon ġuṫ aṁáin go mb'ḟearr leo go mór

bás ḟaġáil ag cosaint saoirse a n-aiṫreaċ ⁊ a muinntire ná luiġe fá smaċt ⁊ fá an-ḟlaiṫeas na Loċlannaċ. Buḋ í sin baraṁail ⁊ guṫ gaċ aon duine d'á raiḃ ann. Ṁol Maṫġaṁain an rún sin.

“Tá lán-ċeart annsin agaiḃ,” adeir sé, “sin í an ċoṁairle baḋ ċóir díḃ a ḋéanaṁ ⁊ tagaiḋ,” ar seisean, “go Caiseal go ḃfeiceamuid cad é an ċéad rud eile is fearr dúinn a ḋéanaṁ. Is i gCaiseal atá ár mbunaḋ agus is fearr dúinn troid i n-ár ndúṫaiġ féin ná dul isteaċ ar ṫalaṁ na nDanar, mar a mbeidís i ḃfus ⁊ ṫall ann roṁainn.”

Ṁoladar uile an ċoṁairle sin ⁊ duḃairt siad go mba ṁaiṫ a ḃí deis a labarṫa ag Maṫġaṁain. Ċruinniġeadar isteaċ 'na ḋiaiḋ sin, ó gaċ uile áit i dtimċeall Ċaisil. Ċuireadar longṗort ar bun i nDún Ċuirc. Buḋ í sin an ḃliaḋain taréis ḃáis Ḋonnċaḋa, mac Ríoġ Ċaisil.

Ċoṁ luaṫ ⁊ ċuala Íoṁar—árd-rí na nGall i gcúige Ṁuṁan—an misneaċ mór ⁊ an dánaċt meanman a ṫáinig ar Ḋál gCais, ḃuail raċt feirge agus cuṫaċ croiḋe é. Ḃí cuid ṁór de'n Ṁuṁain fá n-a smaċt ag Íoṁar; ḃaineaḋ sé ór ⁊ airgead de na daoiniḃ, ⁊ aon duine naċ n-íocfaḋ é ḃí an tsrón le cailleaḋ aige. Ṫáinig faitċeas annsin air go mbuailfiḋe é, ⁊ líon sin a ċroiḋe le niṁ ⁊ le naṁadas. Ġlaoḋ sé ċuige ar na daoiniḃ a ḃí uṁal dó, ⁊ níor ḟágaiḃ sé aon duine aṁáin i n-aice leis, ó ab na mainistreaċ go dtí an giolla capall, gan marḃaḋ nó gan taḃairt fá ċáin.

Ḃí triúr fear san Mumain, flaṫa fírinneaċa ⁊ sgoṫ na ḃfear a ḃí ionnta, ⁊ níor ġéill siad d' Íomar, cé go raiḃ sé féin agus a ḋream go han-láidir ina dtimċeall. Buḋ iad so Faolán mac Cormaic, rí na nDéise, Faiṫre mac Allṁuráin, ⁊ Sideaċaḋ mac Seigní. Ba ṁeasa leo-san Dál gCais ná na Danair ⁊ ṫugaidís congnaṁ do Ṁaṫġaṁain, cé naċ ndeaċadar féin ag troid i n-éinfeaċt leis.

Ċuir Íomar fios orṫa agus ṫug sé fleaḋ ⁊ féasta os a gcoṁair ⁊ ċaiṫ sé an-ċarṫannas leo, mar ba ṁaiṫ leis mórtaċas a ḋéanaṁ leo. Ṫug sé molaḋ mór ḋóiḃ ⁊ d'iarr orṫa seasaṁ ar a ṫaoḃ-san an turas soin. Duḃairt sé go gcuirfeaḋ Maṫġaṁain fá ċáin ⁊ fá an-ḟlaiṫeas iad, dá mbeaḋ sé buaḋaċ, aċt dá mbeaḋ seisean i n-uaċtar, go mbeaḋ sé go deó na ndeór ina ċaraid aca. D'ḟreagair siad a dtriúr é agus duḃradar naċ dtiocfaidís do ċongnaṁ ḋó-san, agus dá mbeaḋ fúṫa troid ar aon taoiḃ, go dtroidfidís ar ṫaoḃ a muinntire féin, ar ṫaoḃ a gciniḋ agus a dtíre, ar ṫaoḃ Ṁaṫġaṁna. Ḃí a ndóṫain annsin. Ṫug sé annsin ceangal géar gangaideaċ orṫa, ⁊ d'órduiġ sé a dtabairt amaċ agus a gcroċaḋ. Tugaḋ amaċ iad, cuireaḋ an téad cnáibe fá n-a muineál, ceangluiġeaḋ a láṁa taoḃ ṫiar d'á ndruim ⁊ cuireaḋ ceangal doċt eile ar a gcosaiḃ. Ḃí na croċadóirí ar tí a dtarraing suas nuair a ṫáinig Íomar amaċ ⁊ d'ḟiafruiġ sé ḋíoḃ cé b'ḟearr leo bás faġáil anois ná seasaṁ dílis dó-san.

"Croċ sinn go tapaiḋ," arsa Faiṫre.

"An Gaeḋeal go bráṫ!" arsa Faolán, "⁊ go dtárṫuiġiḋ Dia ár ndaoine ar do leiṫéid-se."

"Baḋ ċeart do Ṗágánaċ mar ṫusa roinnt Críostaiḋeaċta a ḃeiṫ ionnat feasta," adeir Sideaċaḋ, "⁊ glac mo ċoṁairle anois ⁊ déan t'aiṫriġe, óir is gearr é do ṡaoġal. Nuair a ġeoḃas Maṫġaṁain


"An Gaeḋeal go bráṫ!" arsa Faolán.

sgéala ar an mbeart so, ní ċodlóċaiḋ sé néall nó go marḃuiġiḋ sé ṫú."

Ċuir sin Íomar i ngealtaiḃ ar fad, ⁊ duḃairt sé a gcroċaḋ ar an toirt ⁊ gan smid eile a leigean as a mbéal.

Ḃailiġ sé an ċuid eile d'á ċongnaṁ ⁊ ḃí sluaġ

mór aige. Ḃí ḋá ḋroċ-Ġaeḋeal orṫa .i. Maolṁuaiḋ mac Ḃrain, rí Ḋeasṁuṁan, agus Donnaḃán mac Ċaṫail, rí Ċairbre. Ḃí an ḃeirt an t-am sin i Luimneaċ.

Ċualaiḋ Ḃrian ⁊ Maṫġaṁain an sgéal sin ⁊ d'ḟiafruiġ siad céard do b'ḟearr a ḋéanaṁ. Duḃairt taoisiġ ⁊ triaṫa an airm go mbuḋ í a gcoṁairle a ḋul go Cnáṁċoill i n-aġaiḋ na sluaġ, agus dá mbeaḋ sluaiġte na Loċlannaċ ró-láidir aca, go dtiocfaidís i bfolaċ sa gcoill nó go dtigeaḋ tuilleaḋ fear ċuca. Níor ḃ'ḟada ḋóiḃ go dtáinig Caṫal mac Fearaḋaiġ ó'n Dealḃna Ṁóir ċuca ⁊ céad fear fá lán-arm freis. (Ḃa rí-ġaisgiḋeaċ é an Caṫal so, i n-arm na hÉireann). Ḃa ġearr go dtáinig tuilleaḋ, ⁊ i gceann tamaill ní raiḃ duine de ṁuinntir Ḋál gCais ó ṫuaiḋ ná ó ḋeas, d'á gcuala trácht ar an iarracht soin, nár ṫáinig. Duḃradar go léir caṫ a ṫaḃairt do na Loċlannaiġiḃ.

Amaċ le Maṫġaṁain ⁊ a ċuid fear le héiriġe lae, maidin áiriṫe, as an gcoill agus ṫosuiġeadar ar na Loċlannaiġiḃ. Ḃí na Loċlannaiġ réiḋ fa n-a gcoṁair. Ṫroid an dá ṡluaġ go tréan, go meaḋón lae. Ṫug na Danair uaṫa annsin, ⁊ d'iompuiġ siad cúl, ag teiċeaḋ ó arm Ṁaṫġaṁna. Lean na Gaeḋil ḋóiḃ ṫré ġleanntaiḃ ⁊ ṫar ċlaḋaċaiḃ ar fud na gcoillte ⁊ isteaċ ins na huaċaireaċaiḃ 'ġá marḃaḋ agus 'ġá ndíċeannaḋ go tráṫnóna. Is ag Sulċóid i n-aice leis an áit a bfuil baile Ṫiobrad Árann anois, a tugaḋ an caṫ soin, sa mbliaḋain 968.

Go han-teann, very forward, or bold.

Is beag coláiste, is tearc coláiste, is annaṁ sin coláiste, very few colleges.

D'ḟágaiḃ, d'ḟág.

Do ċongnaṁ, a ċongnaṁ, ag cuidiuġaḋ leo.

Caiseal, baile mór i gContae Ṫiobrad Árann, Cashel.

A mb'ḟearr, ar ḃ'ḟearr.

Idir ḟean, idir sean.

Ḃaineadar crataḋ as, ċraiṫeadar.

Tagaiḋ, tigiḋ, taraiḋ.

Go mba ṁaiṫ, gur ṁaiṫ.

Deir a labarṫa, fios aige le n-a ċaint a ráḋ.

Dún Ċuirc, dún i gCaiseal; ainm Ċaisil féin. Fuair an áit an t-ainm ó Ċonall Corc rí Muṁan, ⁊ mac d'Oilioll, Flann beag, an ċéad fear a ṫoġ Caiseal ⁊ a rinne dún ríoġḋa na Muṁan de.

Ar na daoiniḃ, na daoine ċuige.

Uṁal dó, ag déanaṁ a ċoṁairle.

Taḃairt fá ċáin, cáin nó cíos a ċur orṫa.

A ḃí ionnta, do b'eaḋ iad.

Déise, ceanntar i gCo. Ṗuirt Láirge.

Ba ṁeasa leo, ḃí cion níos mó aca ar, they preferred.

Ag troid, a ṫroid, fighting.

Ċaiṫ sé an-ċarṫannas, ḃí sé an-ċarṫannaċ.

Ar a ṫaoḃ-san, ar a ṫaoḃ seisean.

Buaḋaċ, an ḃuaiḋ aige, an ceann is fearr, an láṁ i n-uaċtar, victorious.

Mbeaḋ fúṫa, mbeaḋ rún aca, they intended.

Téad cnáibe fá n-a muineál, the hempen rope around their necks.

Cé b'ḟearr, cé haca b'ḟearr, ceoca (gá haca) b'ḟearr.

I ngealtaiḃ, le cuṫaċ, an-ḟearg air.

Cairbre: barúntaċt taoḃ ṫiar de'n Ṁaiġ ó Ḃruġ Ríoġ go Sionainn i gCo. Luimniġ.

Céard, cad, créad.

Cnáṁċoill, áit atá tuairim le míle go leiṫ soir ó Ḃaile Ṫiobrad Árann.

Go dtiocfaidís, go raċfaidís.

Dealḃna Ṁóir, i gCo. na hIar-Ṁiḋe i mbarúntaċt Ḋealḃna.

Freis, leis.

Nár ṫáinig, naċ dtáinic.

fá n-a gcoṁair, fá n-a gcoinne.
Ṫug siad uaṫa, ċliseadar, they receded, failed.
D'iompuiġ siad cúl, they turned their backs.
Ins na huaċaiseaċaib, into the caverns.
Sulċóid, ar ṫórainn Luimniġ ⁊ Ṫiobrad Árann, Solloghead.

---

## XIII.—RUAIḊRÍ Ó CONĊUḂAIR.

Aċrannaċ, clampraċ, quarrelsome.
Fraoċṁar, fierce.
Síḃialta, civil.
Ceannsa, gentle.
Clampair, *gen.* of clampar, mí-stáid, wrangle.
Soṁaoin, tairḃe, advantage.
Mórḋáil, pride.
Sgléip, troid, fighting.
Haré, aré, mar, óir, as, because.
Tubaiste, mí-áḋ, mí-ḟortún.
Bruiġean, troid.
Deis, caoi, faill, an opportunity.
So-láiṁsiġte, coṁgaraċ le breiṫ air.
Iarṫar, the west.

Buḋ é Ruaiḋrí Ó Conċuḃair an t-árd-rí deiriḋ ḃí ar Éirinn. Rinneaḋ árd-rí ḋe sa mbliaḋain 1166, nuair a marḃuiġeaḋ Ó Loċlainn—an t-árd-rí a ḃí ann roiṁe. Ġéill na fo-ríġte eile do Ruaiḋrí ⁊ ṫugadar daoine i ngeall dó. Ḃa gnáṫaċ le ríġṫiḃ na gcúigí an t-am soin duine measaṁail éigin a ṫaḃairt do'n árd-ríġ mar ċoṁarṫa uiṁlaiḋeaċta. Fuair Ruaiḋrí na daoine sin i ngeall ⁊ ḃí an tír go léir sásta leis. Ḃí sé 'na ríġ i gConnaċtaiḃ i dtosaċ, aċt ṫáinig sé go Baile Áṫa Cliaṫ ⁊ ríoġaḋ ann é, agus uaisle ⁊ mór-uaisle na tíre ṫart timċeall air ann. Ḃí coṁairleaċa go leór aige. Ḃí Ó Cearḃaill ó Ḋroiċead Áṫa ann, Diarmuid Mac Murċaḋa, rí Laiġean (.i. "Diarmuid na nGall"), Ó Néill ⁊

Ó Loċlainn ó Ṫír Eoġain ⁊ taoiseaċa Muṁan ṫeas ⁊ Muṁan ṫuaiḋ, agus a lán eile.

D'aċrannaċ an saoġal é an uair sin; aċt ní ḃeaḋ sé ċoṁ dona ⁊ ḃí sé, dá mbaḋ duine dána dúr dorrḋa é an rí agus dá mbaḋ fear fraoċṁar feargaċ é a ċuirfeaḋ smaċt ar na daoiniḃ ḃí faoi. Ní féiḋ socair síḃialta ciúin ceannsa do ḃí ann, ⁊ d' ḟoḃair ḋó leigean do na daoiniḃ a roġa rud a ḋéanaṁ leis.

Ḃí beirt ṁac aige a ḃí tugṫa do ḋroċ-ċoṁluadar, ⁊ a ċaiṫeaḋ a n-aimsir ag imirt, ag ól ⁊ ag déanaṁ clampair. Ní iarrfaidís greann ní b'ḟearr ná ḃeiṫ ag troid. Ċuir a gcompánaċa ina gceann é go mbaḋ ċeart do'n dá ḋearḃráṫair a ḃeiṫ 'na n-árd-ríġtiḃ ar ṫír na hÉireann; duḃradar, dá mbeaḋ, go mbeaḋ sóġ ⁊ socaṁal an tsaoġail aca, aċt go dtí sin naċ mbeaḋ saorsaċt ná soṁaoin aca. Ġeall na compánaċa, fréisin, go gcaiḃreoċaidís-sean leis na Conċuḃaraiġiḃ ċun an ríoġaċt a ḃaint d'á n-aṫair. Ṫug an ḃeirt ṁac cluas ṁór do'n ċoṁráḋ so, agus ċuir sé uaḃar ⁊ mórḋáil ina gcroiḋṫiḃ. Fuaireadar deis ṫroda fa ḋeireaḋ ⁊ d'éirġeadar amaċ i n-aġaiḋ a n-aṫar, aċt nuair a ċonncadar a laiġead de ṁeas ⁊ ḃí orṫa faoi, ag uaisliḃ na tíre, d'éirġeadar as arís.

Ṫosuiġ sgléip eile an uair sin. Cé go raiḃ na taoiseaċa ⁊ na fo-ríġte uṁal do Ruaiḋrí Ó Conċuḃair, ḃí arm beag ar leiṫ ḋó féin ag gaċ aon taoiseaċ aca. Ní raiḃ aon ṁór-arm ann fá aon árd-ċeannṗoirt aṁáin mar baḋ ċeart a ḃeiṫ. Dá mbeaḋ sin ann, d'ḟéadfaiḋe smaċt a ċur ar na droċ-ḋaoiniḃ, ⁊

d'ḟeadfaiḋe Éire a ċosaint ar an naṁaid a ṫáinig tar tír isteaċ. Baineaḋ a ríoġaċt de Ḋiarmuid Mac Murċaḋa, rí Laiġean, agus díbriġeaḋ é féin. Ċuaiḋ sé anonn go Sasana ⁊ d'iarr sé congnaṁ le n-a ḋúṫaiġ féin a ḃaint amaċ ar ais. Fuair sé congnaṁ beag aċt buḋ congnaṁ beag é, agus níor ḃ'ḟiú leis na hÉireannaġiḃ aon truim a ċur sa méid a ṫáinig. Aċt ṫáinig sé ċun suime leis an aimsir, haré ṫáinig tuilleaḋ conganta ċuige an ḃliaḋain a ḃí ċugat. Ḃí margaḋ déanta ag Diarmuid leo-san roiṁ ré. Ba daoine iad naċ raiḃ mórán maoine aca, agus ḃí fonn orṫa a ṫeaċt anall agus saiḋbreas a ḟaoṫruġaḋ ḋóiḃ féin. Ġeall Diarmuid bailte ⁊ talaṁ ḋóiḃ aċt iad a ḃeiṫ buaḋaċ ⁊ ċuir an geallaḋ soin faoḃar orṫa.

An t-arm a ḃí ag Ruaiḋrí le taḃairt i n-aġaiḋ na nGall, ní raiḃ sé sáṫaċ láidir, agus níor ċuidiġ na taoisiġ eile go lán-toilteanaċ leis. D'ḟágaiḃ sin na Gaeḋil lag. Ní raiḃ na sluaiġte Gallda mar sin. Ḃíodar úr folláin ⁊ faoḃar troda orṫa, ⁊ ina ṫeannta soin, ċuaiḋ cuid de na Gaeḋealaiḃ ag troid ar a dtaoḃ. Ṫáinig lá an ċaṫa ⁊ buaileaḋ Ruaiḋrí ⁊ a ċuid fear, agus b'éigin dó teiċeaḋ. Cailleaḋ Diarmuid Mac Murċaḋa tamall 'na ḋiaiḋ sin.

Ḃí Lorcán Ó Tuaṫail in' Árd-Easbog i mBaile Áṫa Cliaṫ an uair sin. Rinne sé iarraċt ar na Gaeḋil a ṫaḃairt le ċéile ⁊ a gcur 'na seasaṁ go fearaṁail ar a son féin. Ṫug sé misneaċ ḋóiḃ ⁊ ṫáinig Ruaiḋrí Ó Concuḃair, Murċaḋ Ó Cearḃaill,

an Ruarcaċ agus sluaġ mór fear leo ⁊ ḋeasuiġeadar iad féin timċeall ar Áṫ Cliaṫ, an áit a raiḃ an t-arm Gallda curṫa faoi. Ḃí rún aca na Gaill a ḋíbirt an turas so, aċt d'éaluiġ na Gaill orṫa i ngan ḟios agus is ar an sluaġ Gaeḋealaċ a cuireaḋ an ruaig.

Buḋ é Strongbó árd-taoiseaċ na nGall ⁊ buḋ teann le ríġ Ṡasana a ḃí sé ag éirġe. Ċeap an rí, do réir na sgéala a hinnseaḋ ḋó, go mbaḋ gearr eile go gcuirfeaḋ Strongbó ríoġaċt ar bun i nÉirinn ḋó féin ⁊ go mbeaḋ sé neaṁ-spleaḋaċ le ríġ Ṡasana. Ṫáinig an rí anall ⁊ ġlac sé seilḃ ar an tír, ⁊ roinn sé í, dar leis, ar a ṁuinntir féin. D'imṫiġ sé ar ais a-ḃaile arís. Aċt rí Ṡasana, an duine boċt! ní raiḃ aige ann aċt mar adéarfaḋ sé: Má tá tú i n-innṁe an talaṁ a ḃaint amaċ, bain amaċ é; mar a ḃfuilir, bí ḋá ḟoirearḃaiḋ. Agus ṫroid na Gaill ar son na talṁan ⁊ ḃíodar buaḋaċ i nDeireaḋ na dála, agus b'éigin do na hÉireannaċaiḃ cíos íoc leo.

Ḃí tuilleaḋ de'n tubaiste le teaċt ar Ruaiḋrí. An mac mí-ḟortúnaċ a ḃí aige .i. Murċaḋ, d'éiriġ sé amaċ in' aġaiḋ. Ṫaitniġ sin go mór le náiṁdiḃ Ruaiḋrí ⁊ ċuidiġeadar leis an mac. Ḃí a ḟios aca go lagfaiḋe an mac ⁊ an t-aṫair leis an mbruiġin sin, ⁊ go ḃfuiġidís féin deis ar a ḃeiṫ i n-uaċtar. Ċuaiḋ foireann ṁór aca amaċ le ḋul i n-aġaiḋ Ruaiḋrí; ṁilleadar cealla na gcliar ⁊ na tiġṫe, ar a mbealaċ, ⁊ ġoideadar gaċ uile níḋ ar fóġnaṁ a ḃí coṁgaraċ so-láiṁsiġṫe aca. Ḃí Ruaiḋrí i n-iarṫar

Ċonnaċt an t-am soin, ⁊ nuair a ċuala sé go raḃadar ag creaċaḋ na dúiṫċe rinne sé orṫa. Ṫeiċeadar uaiḋ, aċt rug sé orṫa ag Áṫ Liag, i n-aice na Sionainne, ⁊ ḃuail sé iad. Rug sé ar Ṁurċaḋ ⁊ buḋ í an ḃreiṫ a ṫug sé air: a ṡúile a ċur amaċ tar a ċeann.

D'éiriġ tuilleaḋ aċrainn idir an ċuid eile d'á ċlainn ⁊ clann a ḋearḃráṫar. Ṡáruiġ sé air aon réiḋteaċ a ḋéanaṁ eatorṫa ⁊ d'imṫiġ sé uaṫa fá ḋeireaḋ ⁊ ċuaiḋ sé ag déanaṁ a anma, an ċuid eile ḋ'á ṡaoġal. Ċuaiḋ sé isteaċ go mainistir Ċunga, ⁊ ċaiṫ sé ḋá ḃliaḋain déag innti, ag déanaṁ aiṫriġe ⁊ agá ullṁuġaḋ féin fá ċoṁair an ḃáis. Nuair a d'éag Ruaiḋrí, tugaḋ a ċorp ó Ċunga go Cluain Ṁic Nóis ⁊ cuireaḋ annsin é i reilg ċlúḋaṁail na nGaeḋeal, an áit a raiḃ tumba ag á ṁuinntir.

buḋ é, dob' é.
marḃaḋ, marḃuiġeaḋ.
fo-ríġte, ríġte na gcúigí, sub-kings.
Coṁarṫa uṁlaiḋeaċta, coṁarṫa a ḃeiṫ uṁal, a pledge of submission.
i ngeall, mar ḋearḃuġaḋ, mar ḋeiṁniuġaḋ.
Ríoġaḋ é, rinneaḋ rí ḋe, rinneaḋ 'na árd-rí é.
Muṁan Ṫeas ⁊ Muṁan Ṫuaiḋ, Desmond and Thomond.
Dána dúr dorrḋa, bold, stern, harsh.
A ḃí ann, do b'eaḋ é.
D'ḟobair ḋó leigean, ba ḃeag nár leig sé.
Ṫug siad cluas mór do'n, d'éisteadar go fonnṁar le.
A laiġead de ṁeas, ċoṁ beag de ṁeas, how little respect.
Mór-arm, a general army.
Árd-ċeannṗoirt, ceann feaḋna, commander-in-chief.
Ṫar tír isteaċ, isteaċ go dtí an tír ó ṫír eile.
A ḃaint amaċ, to take by force.

Ṫáinig sé ċun suime, it mounted up, became important.

Leis an aimsir, in the course of time.

Aċt iad a ḃeiṫ, provided they were, *lit.*, but they to be.

Faoḃar orṫa, fonn orṫa, *lit.*, an edge on them.

Sáṫaċ láidir, láidir go leór, láidir a ḋóṫain.

Ḋearuiġeadar, they settled, fixed, arranged.

Curṫa faoi, encamped ; *lit.*, put under him.

Ḃaḋ teann le ríġ Ṡasana é, the English king thought that he was becoming too powerful.

I n-innṁe, ábalta, i n-inniṁ, i n-an, able.

Ḋá ḟoirearḃaiḋ, i n' éaġmuis, gan é.

Ar foġnaṁ, go tairḃeaċ, úsáideaċ.

Ag creaċaḋ, plundering.

Rinne sé orṫa, he directed his steps towards them.

Áṫ Liag, .i. baile Áṫa Liag, baile beag atá ar an Suca i gCo. Ros Comáin, Athleague.

Ṡáruiġ sé air, ċinn sé air, cuaiḋ sé ḋe.

Cunga, baile beag ar an taoḃ ó ṫuaiḋ de Loċ Oirbsen (Loċ Coirb) i nGaillim.

Cluain Ṁic Nóis, Clonmacnoise, áit atá 9 míle ó ḋeas d'Áṫ Luain, ar an mbruaċ ṫoir de'n tSionainn.

## XIV.—SLÁN ĊUM PÁDRAIC SÁIRSÉAL.

A Ṗádraic Sáirséal, slán go dtí tú,
Ó ċuaḋais do'n Ḟrainc 's do ċampaí sgaoilte,
Ag déanaṁ do ġearáin leis na ríġtiḃ,
Is d'ḟág tú Éire is Gaeḋil boċt' claoiḋte.
Oċ! Oċón!

A Ṗádraic Sáirséal, is duine le Dia tú;
Is beannuiġṫe an talaṁ ar siuḃail tú riaṁ air;
Go mbeannuiġiḋ an ġealaċ ġeal 's an ġrian duit,
Ó ṫug tú an lá ó láṁaiḃ Ríġ Liam leat.
Oċ! Oċón!

A Ṗádraic Sáirséal, guiḋe gaċ nduine leat;
Mo ġuiḋe-se féin is guiḋe Ṁic Ṁuire leat;
Ó ṫóg tú an tÁṫ Caol ag gaḃáil tré Ḃiorra ḋuit,
Is gur ag Cuileann ó gCuanaċ buaḋaḋ leat Luimneaċ.
Oċ! Oċón!

Geoḃad-sa siar an sliaḃ so im' aonar,
Is geoḃad aniar arís, má's féidir;
Is ann do ċonnaic mé an campa Gaeḋealaċ,
An dream boċt silte nár ċuir le n-a ċéile.
Oċ! Oċón!

Briseaḋ na Cruiminne is briseaḋ na Bóinne,
Is an tríoṁaḋ briseaḋ ag Móta Ġráinneóige;
An ceaṫraṁaḋ briseaḋ ag Eaċḋruim Dia Doṁnaiġ;
Do ċailleamair an Francaċ an ceannṗoirt ba ṁó
'gainn.
Oċ! Oċón!

Mo ċúig céad slán ċuġaiḃ, a hallaí Luimniġ,
Is ċum na buiḋne áilne do ḃí 'nár gcuideaċtain;
Ḃíoḋ teinte cnáṁ againn ⁊ cártaí imearṫa,
Is briaṫra Dé dá léiġeaḋ go minic ḋúinn.
Oċ! Oċón!

A Lundain-Doire, bolgaċ ċuġat-sa,
Ar nós na sgáile ar lasaḋ le púdar;
Is a liaċt faraire fada fionn lúbaċ,
Gan fosg' ó'n ngaoiṫ ná cruaiḋ dá ċuṁdaċ.
Oċ! Oċón!

Do ḃí mé ar sliaḃ lá breaġ gréine,
Do ċonnac na Sasanaiġ i ḃfoċair a ċéile,
An cór capall ba ḋeise ḃí i nÉirinn,
Ó, coiméad ḋam na bodaiġ go mbainfead sé asta.
Oċ! Oċón!

Is iomḋa saiġdiúir meiḋreaċ meanmnaċ
Do ġaḃ an tsliġe seo le seaċt seaċtṁainí,
Fá ġunna, fá ṗíce, fá ċloiḋeaṁ ċinn airgid,
Aċt tá siad sínte ṫíos i nEaċḋruim.
Oċ! Oċón!

Cé ríúḋ ṫall ar ċnoc Ḃinn Éadair?
Saiġdiúir boċt mé le Ríġ Séamus.
Do ḃí mé i n-urraiḋ i n-arm 's i n-éadaċ,
Aċt táim i mbliaḋna ag iarraiḋ déirce.
Oċ! Oċón!

Is é mo ċreaċ mar do ċailleamair Diarmuid—
Ḃí ceann an sgafaire ar halbart iarainn;
Ḃí a ḟeoil dá stracaḋ 's a ḃratac dá stiallaḋ,
Is gan faġáil ċarta aige dá ḃfaġaḋ sé Dia air.
Oċ! Oċón!

Is é mo ċreaċ-sa an tsraiṫ dá tógain
An dá ḟear déag a ḃí os cionn Ḟeóraċ;
Mo ḋias dearḃráṫair is iad is gleó liom,
Aċt mo ċúig céad diaċair Diarmuid an t-óigḟear.
Oċ! Oċón!

An uair las an teaċ ḃí an deataċ 'ġá bplúċaḋ,
Is clann Ḃil Ḃradaiġ 'ġá ngreadaḋ le púdar;
Ní'l aon urċar dá sgaoilidís fúinne,
Ná fiafruiġeaḋ Cornéal Mistéal ar leagaḋ Lórd Leaṁcáin.
Oċ! Oċón!

Tá leasuġaḋ ag Ó gCeallaiġ naċ gainiṁ ná aoileaċ,
Aċt saiġdiúirí tapaiḋ ḋéanfaḋ gairge le píce,
Fágaḋ iad i n-Eaċḋruim 'na sraiṫeannaiḃ sínte
Mar ḃeaḋ feóil capaill ag madraiḃ dá sraoileaḋ.
Oċ! Oċón!

Annsúd atá siad, barr uaisle Éireann,
Diúicí, Búrcaiġ is mac Ríoġ Séamus.
Captaoin Talbóid, croiḋe na féile,
Is Pádraic Sáirséal, gráḋ ban Éireann.
Oċ! Oċón!

'S do ċampaí sgaoilte, agus gan campa ná arm id' ḋiaiḋ, your camp broken up.

Na ríġtiḃ, na ríġṫiḃ, ríġte na heorpa.

Duine le Dia, duine a leanas do ḃealaiġiḃ Dé.

An tÁṫ Caol, áit tá ar an aḃainn ag Biorra, caisleán é an tÁṫ Caol:

Biorra, baile i gCo. an Ríoġ.

Cuileann Ó gCuanaċ, tá an áit seo cupla míle siar dtuaiḋ ó Ḃaile Ṫiobrad Árann ⁊ i n-aice le Baile an Ḟaoitiġ, an áit ar ġaḃ An Sáirséalaċ lón na Sasanaċ.

Im' aonar, liom féin, gan aon duine i n-éinfeaċt liom.

Silte, buailte, claoiḋte, corṫa.

Briseaḋ, caṫ nó troid idir ḋá arm.

Briseaḋ na Bóinne: tugaḋ é idir Ríġ Séamus ⁊ Ríġ Liam, an ċéad lá de'n Iúl, 1690.

Móta Ġráinneóige, baile sa taoḃ ṫiar ndeas de Ċo. na hIar-Ṁiḋe; tá baile eile de'n ainm i gCo. na Gailliṁe, "Woodlawn" sa mBéarla é.

Eaċḋruim; tá an áit seo i n-aice le Béal Áṫa na Sluaiġe i gCo. na Gailliṁe.

An Francaċ, ceannṗoirt ó'n bFrainc, dár b' ainm St. Ruth, a bí i n-arm Ríoġ Séamus.

Cártaí imearṫa, cártaí le cluiċí imirt.

Lundain-Doire = Doire Ċuilm Cille, .i. an ċaṫair Ġallda.

A liaċt, an méid de, a bfuil de, gaċ a bfuil de.

Faraire, fear calma, fear tréan.

Lúbaċ, aclaiḋe, aicilliḋe.

Fosg', fosgaḋ, sgáṫ, shelter.

Criaiḋ, cré, créafóg.

Ċonnac, ċonnaic mé.

Cór capall, sgata capall.

Coiméad, coimeád, coinniġ, congaiḃ.

Go mbainfead sé asta, go marḃuiġiḋ mé duine aca le urċar.

Do ġaḃ, do ġaiḃ, do ċuaiḋ.

Fá, faoi, fé.

Sgafaire, duine groiḋe croiḋeaṁail.

Halbart, a halbert.

Stiallaḋ, strócaḋ.

Gan fagáil ċarta aige, naċ ḃféadfaḋ sé pilleaḋ, a ṫeaċt ar ais.

An tsraiṫ, mar ’síodar leagṫa marḃ ’na sraiṫ.

Tógain, tógáil, tógḃáil.

Is gleó liom, is cás liom, I am concerned about.

Mo ċúig céad diaċair, mo ċúig céad deacair, mo 500 brón, mo 500 fairíor.

Ḃil, Will, William, Rí Liam.

Dá sgaoilidís súinne, dá gcaiṫidís linn.

Lórd Leaṁcáin (.i. Tiġearna Leaṁcáin), an Sáirséalaċ.

Leasuġaḋ, manure for dressing land with.

Naċ gainiṁ ná aoileaċ, agus ní gainiṁ ná aoileaċ é.

---

## XV.—Aiteas.

### Gráḋ na gCarad.

Rinneas smuainte a ṁeasas nár ċúis náire,
Is m’intinn suaiḋte ó ċailleas mo ċúl báire:
Ní’l pian, ní’l peannaid, ní’l gol níos truime ċráiḋte
Ná éag na gcarad nó sgaraḋ na gcompánaċ.

A ṁeasas, which I thought, judged.

Suaiḋte, tré n-a ċéile, addled.

Cúl báire, an taca deiriḋ atá ag duine, a “full back” in a game of hurling.

Peannaid, aṁgar, anguish.

Éag, bás.

Compánaċ, a companion.

## Bás Uí Ċearḃalláin, 1738.

Míle agus seaċt gcéad bliaḋain bán,
A hoċt déag agus fiċe an t-iomlán,
Ó ṫeaċt Ċríosta dár saoraḋ slán
Go bás Ṫoirḋealḃaiġ Uí Ċearḃalláin.

Bán, bláṫmar, áluinn, breaġ.

---

## Ciúineas Aibiḋ, Glór Caoċ.

Na srota naċ mbíonn ro-ḋoiṁin
Is iad a labras go dána,
Sinn féin ariaṁ níor ṁolamar,
'S is ciúin na linnte lána.

Linnte, pools.

---

## Cóir.

Uisge d'ḟear an ṁuilinn ṁaill,
Is grian d'ḟear an tsalainn,
Gaoṫ ag fear luinge gan lón,
Agus soineann ag síoladóir.

Soineann, aimsir breaġ.
Síoladóir, fear ag cur síl.

---

## Saiḋḃreas.

Duine saiḋḃir fear dá ḃó,
'S is borraċ mór fear a trí;
Ní ḟaġann fear a sé nó a seaċt
Cóir nó ceart ó ḟear a naoi.

Borraċ, duine suimeaṁail, a haughty person.

# XVI.—ÉADḂÁRD BRAOS.

Roilléirí, the rolls into which wool is made when carded so as to fit it for spinning.
Caḃail, frame, body.
Coiscéim, céim, coisméig, coispeán.
Arm, a weapon (a dagger, gun, revolver, etc.).
Áirneán, áirneáil, the night-visiting season.
An-ċorraċ, an-ṁí-ṡuaimneaċ, very disturbed.
Cuireaḋ, an invitation.
Bunaḋ, sinnsir, ancestors, forefathers.
Ceileaḃar, cantain éan.

Ḃí teaċ tuaiṫe le hais an ḃóṫair sgaṫaḋ siar ndeas ó Ḋroiċead na Banna i gConndae an Dúin. Ḃí bean an tiġe ag sníoṁaċán ar an urlár ⁊ boḋrán lán de roilléiriḃ olna ar ċaḃail an túirne aici. Ḃí páisde ag siuḃal ar fud an tiġe, ⁊ páisde eile idir a ḃeiṫ ag siuḃal agus ag láṁacán. Ḃí an ḃean féin ag crónán, ag gaḃáil ḟuinn le siolla an túirne, do réir mar ṡiuḃlaḋ sí síos agus suas an t-urlár ag sníoṁ.

Níor ḃ'ḟada ḋí go gcuala sí an torann ag teaċt uirṫi anuas an bóṫar, dar léiṫi. Ṡeas sí taoḃ amuiġ de ḋoras ⁊ ḃreaṫnuiġ sí suas an bóṫar. Ḃí sin ċuici anuas sluaġ mór fear ⁊ coiscéim trom aca. Ḃíodar 'na gceaṫrar is 'na gceaṫrar ⁊ arm ag gaċ aon ḟear aca. Ḃí ċoṁ maiṫ le fiċe fear capall i n-éinḟeaċt leo.

Ṡiuḃail sí isteaċ arís ⁊ rug sí 'na huċt ar an bpáisde a b'óige; ċuir sí a ceann amaċ an doras arís, i gceann tamaillín, ⁊ d'ḟéaċ suas. Ḃí na fir ag

caint, aċt níor ṫuig sí aon ḟocal uaṫa—ḃí sí ró-ḟada uaṫa—⁊ ṫarraing sí a ceann isteaċ ar ais. D'ḟan sí go n-imṫiġdís ṫairsti, aċt ḟeasadar ar an mbóṫar, ar aġaiḋ an dorais, nuair a ḟroiċeadar ċóṁ fada leis an tiġ. Ṫáinig fear aca go dtí an doras ⁊ d'iarr sé deoċ de'n uisge uirṫi, dubairt sé go raiḃ tart ar a ċuid fear.

"Seo soiṫiġ ḋuit," adeir sí, "agus tumaiḋ féin annsúd ṫíos é; ní ṫig liom-sa a ḋul amaċ agus na páisdí ḟágáil istiġ, nó ṫumfainn an t-uisge ḋaoiḃ, ṫíos ag an tobar."

"Cá ḃfuil an tobar?" adeir an fear, "agus tumfamuid féin é."

Ṫaisbeán sí an tobar ḋó, ⁊ annsin ṫáinig misneaċ ḋi ⁊ d'ḟiafruiġ sí ḋe an é sin arm Éadḃáird Ḃraois.

"'Sé," adeir an fear, "agus seo é amuiġ an Rí féin."

D'ḟuagair sé annsin ar ḟear eile na soiṫiġ a ṫaḃairt síos ċun an tobair, ⁊ a dtaḃairt ar ais nuair a ḃeaḋ na fir réiḋ leo.

D'imṫiġeadar leo síos an bóṫar, nuair a ḃí a sáiṫ uisge ólta aca ⁊ ní ḟaca an ḃean ní ba ṁó iad.

Seaċtṁain ó'n lá sin ḃí na comursanna ar cuairt san tiġ sin. Ḃíodar ag cosuiġe an áirneáin; buḋ é tús an ġeiṁriḋ ḃí ann, aċt ní raiḃ fonn mór ar na buaċaillíḃ a ḋul i ḃfad gan arm a ḃeiṫ aca, mar ḃí an saoġal go han-ċorraċ. Aċt ḃíodar cruinn an oiḋċe seo, ag cur síos ar an mbualaḋ a fuair arm Éadḃáird ar fud na hÉireann, agus ar an seasaṁ teann dána a rinne an t-arm ar a ṡon féin.

'Sé Aoḋ Mac Cana mac an ḟileaḋ, ó ḃruaċ Loċ nEaċaċ, a ḃí ag cur síos dóiḃ ar an gcaṫ.

"Ṫug an Niallaċ cuireaḋ dó teaċt anall annso," adeir Aoḋ Donn Mac Cana, "mar ḃí sé 'na laoċ ċalma ⁊ mar ḃí sé go gar i ngaol d'ár ríġtiḃ féin. Ṫáinig a ṁáṫair ó ḃunaḋ Ḋiarmuda na nGall Mac



An seanċaiḋe ag cur síos ar an gcogaḋ.

Murċaḋa, agus ó Eiḃlín, bean a ḋearḃráṫar; ṫáinig sise ó ḃunaḋ Ruaiḋrí Uí Ċonċuḃair, an tÁrd-rí. Ṫáinig Éadḃárd anall ⁊ sé ṁíle d'ḟearaiḃ maiṫe leis. Is iomḋa ruaṫar a ṫug sé féin ⁊ iad féin a ndeas, ⁊ is iomḋa Gall a d'ḟágadar ar lár. Cuireaḋ an ċoróin ar Éadḃárd annsin agus ríoġaḋ é ag Carraig Ḟearġuis.

"Ċuaiḋ sé ṫarainn ó ḋeas annso, sa samhraḋ, ⁊ a arm leis. Is maiṫ is cuiṁneaċ liom an lá. Ḃíomar ag teaċt aniar ó'n Mainistir, cúigear nó seisear againn, ⁊ ṡuiḋ cuid againn fa ḃun na dtom, mar ḃí an-teas insa ngréin. Ḃí na héanlaiṫ ag ceileaḃar go glórach glórṁar 'nar dtimċeall ar ċrannaiḃ na coille; ḃí na bláṫa breaġa ag éirġe aníos tríd an ḃféar sa móinḟéar ⁊ iad ag baint barr breaġaċta de ḃláṫaiḃ na gcrann; ḃí an saoġal fá ṡíoṫċáin, dar linn, nuair a' seo ċugainn anuas le fánaiḋ an sluaġ fear, gléasta go gleoite i n-éadaiġiḃ Albanaċ. Ḃí an Niallaċ ina ḃfoċair. Ċuaḋmar féin leo agus ṡiuḃlamar, de'n turas soin, go Nás na Ríoġ. As sin linn síos go Díseart Ḋiarmuda, siar linn tré Ċalainn agus tré Ċaiseal, gur ṡroiċeamar Luimneaċ. D'ḟilleamar ar ais tré ṫalaṁ na nGall. Ḃí 30,000 fear ag na Gallaiḃ ar an mbealaċ roṁainn aċt níor leig an faitċeas dóiḃ bacaḋ linn."

"'Seaḋ, aċt an caṫ seo ḃí i ḃFaċairt, an ḃfaca tú é?" arsa duine éigin.

"Ċonnacas," adeir sé, "⁊ ba cosṁail le fear ag troid i n-aġaiḋ páirde an troid sin. Ní raiḃ leaṫ a ḋóṫain fear ag Éadḃárd, ⁊ d'iarr na taoiseaċa air fanaċt le tuilleaḋ fear. Duḃairt sé naċ ḃfanfaḋ, agus mára raiḃ dúil aca-san troid go raiḃ cead aca a ḋul i leaṫ-taoiḃ ⁊ fanaċt ag breaṫnuġaḋ ar an gcaṫ. Do ċuaiḋ aige ar na Sasanaiġiḃ oċt n-uaire déag i ndiaiḋ a ċéile, adeir sé, ⁊ d'ḟiafruiġ sé an faitċeas a ḃeaḋ aige rompa anois?"

"Aċt, mo léan; ṫáinig na Gaill orṫa, ḃí gaċa le duine ann agus d'ḟeicfeá ar aonaċ ⁊ do ċuireadar an caṫ orṫa. Marḃuiġeaḋ Éadḃárd ⁊ gaċ uile ṫaoiseaċ a ḃí faoi, nó a ḃfurṁór, ⁊ d'imṫiġ an ċuid eile aca a-ḃaile, idir ṫaoiseaċaiḃ ⁊ eile, an méid a ḃí beo díoḃ."

"Cé ṁéad bliaḋain ó ṡoin é sin?" adeir fear leis.

"An ḃliaḋain 1318 a ḃí ann an uair sin, ⁊ seo í an ḃliaḋain 1327," ar seisean, "fágann sin go ḃfuil sé naoi mbliaḋna."

Éadḃárd Braos, Edward Bruce.

Teaċ tuaiṫe, teaċ tuaṫa, a country-house.

Droiċead na Banna, sráidḃaile sa taoḃ ṫiar de Ċo. an Dúin, Banbridge.

Ag sníoṁaċán, ag sníoṁ, spinning.

Boḋrán, soiṫeaċ cruinn agus déanaṁ an ċriaṫair air aċt croiceann caoraċ mar ṫóin ann.

Ag láṁacán, creeping of a child before learning to walk.

Ag crónán, ag gaḃáil ḟuinn, humming, lilting a song.

Siolla an túirne, the buzz of the wheel when turning.

Níor ḃ'ḟada ḋí, níor ḃ'ḟada; she was not long in that state.

Go gcuala, go gcualaiḋ.

Ḃí sin ċuici anuas, 'sé an rud a ḃí ag teaċt anuas go dtí í.

'Na gceaṫrar is 'na gceaṫrar, 'na gceaṫar is 'na gceaṫar, in fours, four abreast.

Ní ṫig liom, ní féidir daṁ, ní féidir liom.

Tumaiḋ féin é, "dip" it yourselves.

Ṫumfainn, ġeaḃfainn.

D'ḟuagair sé ar ḟear eile, he commanded another man.

Ní ḟaca, ní ḟacaiḋ.

Ag cur síos, ag innsint, ag innseaċt, ag innsin.

Loċ nÉaċaċ: an loċ mór a ḃfuil na conndaeṫe seo ṫart timċeall uirṫi .i. Árdṁaċa, Aontruim, Doire, ⁊ Tír Eoġain, Lough Neagh.

go gar i ngaol, near akin.
Ar lár, ar an talaṁ, knocked down.
Ríoġaḋ é, rinneaḋ rí de.
Carraig Ḟearġuis, baile i gCo. Aontruim ar ḃruaċ Loċa Laoiġ, Carrickfergus.
Insa ngréin, insa ġréin.
Ar ċrannaiḃ, ar ċroinntiḃ.
Sa móinḟéar, sa ṁóinḟéar.
Baint barr breaġaċta, surpassing in beauty.
Seo ċugainn anuas, there came towards us.
Ina ḃfoċair, i n-a measg.
Nás na Ríoġ, baile i gCo. Ċill Dara, Naas.
Dísheart Ḋiarmuda, sráidḃaile sa taoḃ ṫeas de Ċo. Ċill Dara, Castledermot.
Idir ṫaoiseaċaiḃ ⁊ eile, na taoiseaċa ⁊ an ċuid eile.
Faċairt, áit atá cúpla míle siar ó Ṡráid-Ḃaile i gCo. Luġḃaiḋ.
Gaċa le duine, an oiread daoine.

## XVII.—ART MAC MURĊAḊA.

Caiṫte, worn, thin.
Casaċt, a cough.
Puṫ, a puff.
Acluiġṫe, supple, limber.
Éasga, éasgaiḋ.
Sgafánta, nimble, light-footed.
Gráḋ-diaṁail, charitable.
Córtas, generosity.
Ridire, a knight.
Stócaċ, buaċaill óg ag éirġe amaċ insna déagaiḃ.
Mám, an oiread ⁊ ṫógfaiḋe idir an dá láiṁ, lán an dá láiṁ.
Earconn, an eel.
Mear, luaṫ, éasga, gasta, sgiobṫa.
Péirse, a perch in length, 5½ yards.

Ḃí sean-ḃean ċríon ċaiṫte 'na suiḋe ar ċloiċ, lá, de leaṫṫaoiḃ an ḃóṫair siar ó Ḟearna ⁊ í ag leigean a sgíṫ. Ċuaiḋ fear ṫairsti ar an mbóṫar ⁊ a ċeann faoi aige, ⁊ níor ḃ'ḟada gur ḟill sé ar a ċois ⁊ ḟeaċaḋ sé rud éigin do'n tsean-ṁnaoi. Ṡiuḃail sé leis arís ⁊ ċuir sise na mílte buiḋeaċas leis, ⁊ beannaċt dílis

Dé ⁊ Ṁuire ⁊ na hEaglaise 'na ḋiaiḋ, le n-a ċumḋaċ ⁊ le n-a ṡáḃáil ó urċóid na bliaḋna. D'ḟan sí tamall annsin ar an bpaidreoireaċt soin agus nuair a ḃí a sgíṫ leigṫe aici ṡiuḃail sí léiṫi a-ḃaile.

Tráṫnóna lá ar n-a ḃáireaċ ṫáinig an píobaire, Riocard Ó Fearġail, isteaċ ċuici ar cuairt. Ṡuiḋ sé síos ṫar éis beannuġaḋ ḋi, agus:

“Is tú tá ag dul i n-aois na hóige, a Ḟionnġuala, bail ó Ḋia ort,” adeir sé leis an tsean-ṁnaoi; “is fada ó ċonnaic mé ċoṁ láidir ṫú, slán a ḃeas tú, ⁊ ḟéaċas tú indiu.”

“A ḋe! muise, a ṁic ó, nílim,” adeir sí, “tá an ġiorra anála ḃradaċ soin orm ⁊ ní ḟágann an ċasaċt puṫ agam nuair a ṫagann sí. Aċt indé, ḃí mé 'mo ṡuiḋe ag barr an áird ṫoir, nuair a ṫáinig fear óg éigin an bealaċ agus ṫug sé síneaḋ láiṁe ḋam, go gcuiriḋ Dia ṫar ṫubaiste na bliaḋna é!”

“Diarmuid Airt b'ḟéidir a ḃí ann,” arsa Riocard.

“Níl an t-aṁarc aċt lag agam anois, ⁊ níor ḟan an duine croiḋe le labairt, aċt ċreidim, a ḋílis,” adeir an tsean-ḃean, “gur b'é.”

“Ba dual aṫar ḋó, go deiṁin,” adeir an píobaire, “a ḃeiṫ go piúntaċ ⁊ go maiṫ. Ċonnaic mise Art féin ⁊ ba lúṫṁar láidir acluiġṫe éasga sgafánta slaċtṁar an fear é.”

“Ċonnaic tú agus mise, leat,” arsa Fionnġuala, “⁊ ċonnaic tú go gráḋ-diaṁail deaġ-ċroiḋeaċ é, go ndéanaiḋ Dia trócaire ar a anam.”

“Is fíor ḋuit-se sin; ḃí an córtas ag siuḃal leis

ariaṁ," adeir an píobaire. "Nuair a rinneaḋ ridire ḋe," adeir sé, "⁊ gan é aċt seaċt mbliaḋna d'aois, ní raiḃ aon stócaċ sa trioċa céad a ḃriseaḋ gaċa le gaṫ ar sgéiṫ leis. Ḃíoḋ na buaċaillí ar an móin-ḟéar ag imirt; ḃíoḋ sgiaṫ i n-áirde ar ḃarr cuaille aca, an cuaille sa talaṁ ⁊ an té is mó a ḃriseaḋ de ġaeṫiḃ ar an sgéiṫ ḃíoḋ duais le faġáil aige. Ḃíoḋ mám gaeṫe an duine aca, ⁊ ḃriseaḋ Art a ḃfurmór, nuair naċ mbriseaḋ na buaċaillí eile lán do ṁáime eatorṫa. Ḃí an stuaim ċinn ariaṁ aige."

"Is maiṫ is cuiṁneaċ liom-sa an ḟoireann úd Gall a ṫeaċt ⁊ a rí i n-éinḟeaċt leo. Ṫáinig siad i dtír i bPortláirge, ⁊ ḟaoil siad breiṫ ar Art. Is beag naċ eisean a rug orṫa-san.

"Nuair a ċinn orṫa breiṫ air, ṫug an rí cuireaḋ ḋó ṫeaċt go Baile Áṫa Cliaṫ go dtí é. Ċuaiḋ Art ann ⁊, má ċuaiḋ féin, fágaḋ ar a ċoṁairle féin é. Cúpla bliaḋain n-a ḋiaiḋ sin ṫáinig na Gaill air, ⁊ ḟaoileadar breiṫ air, i ngan-ḟios. D'éaluiġ cúigear aca isteaċ sa tiġ a raiḃ sé ann, le greim ḟaġáil air. Ḃí fiċe fear eile taoḃ amuiġ ag fairiuġaḋ. D'ḟuagair duine de'n ċúigear air gan corruiġe, go raḃadar ro-láidir aige, ⁊ go raiḃ fiċe fear eile ag an doras. Ċuir Art a ṡleaġ sa gcéad ḟear a labair ⁊ sul má ḃí a ḟios aca cá raiḃ sé uaṫa, ḃí an dara fear leagṫa le dorn aige ⁊ cúl a ċinn briste i n-aġaiḋ an ḃalla; ḃuail sé an tríoṁaḋ fear leis an tsleiġ ⁊ ṫuit seisean ⁊ é ag taḃairt fola; rug fear eile ar Art fá n-a lár, aċt ċas Art air, mar ċasfaḋ easconn, ċuir faoi é, ⁊ ṫug

sáṫaḋ de'n tsleiġ ḋó. Níor ḟan an cúigeaḋ fear leis; riṫ sé nuair a ċonnaic sé an tréas duine ag tuitim. Léim Art amaċ dorus eile ⁊ ḃí sé imṫiġṫe nuair a ṡroiċ an fear deiriḋ an áit amuiġ le sgéala.

"Ċruinniġ sé na coṁursanna annsin ⁊ ċuaiḋ sé ⁊ ḃain se sásaṁ de na Gallaiḃ, ⁊ ṁarḃuiġ sé a dtaoiseaċ. Fuair rí Risteárd sgéala ar an troid, ⁊ ṫáinig sé anall arís go Portláirge. Ċuaiḋ sé i ndiaiḋ Airt, go smaċtuiġeaḋ sé é, aċt ḃí puill ⁊ trínsí agus croinn ṁóra gearrṫa ag Art ⁊ caiṫte trasna sa mbealaċ ar an ríġ agus ar a ċuid fear. Ċaiṫ siad aon lá déag ag iarraiḋ breiṫ air, agus Art mar ḃeaḋ sé ag imirt i ḃfolaċ ḃíoḋg leó, ag dul ṫimċeall orṫa, ag cur rudaí sa mbealaċ orṫa, ⁊ ag á marḃuġaḋ nuair d'ḟaġaḋ sé an deis. Ní raiḃ ann aċt nár cailleaḋ leis an ocras iad ar fad an uair sin.

"Aċt ḃí breaġaċt ṁór neaṁ-ċoitċeannta ar ríġ na nGall ⁊ ḃí fonn ar ṫaoisiġiḃ eile na hÉireann socruġaḋ a ḋéanaṁ leis. Agus ní breaġaċt a ḃí air aċt ḃí Gaeḋil nuaiḋe aige. Ṫáinig faitċeas ar Art go ndéanfaidís síoṫċáin leis, mar rinne tuilleaḋ aca ċeana, nuair a rinne sé ridirí ḋíoḃ do réir gnás na nGall agus na bḞrancaċ. D'iarr an rí annsin air géilleaḋ ⁊ uṁluġaḋ ḋó féin. Duḃairt Art go mba leis féin ⁊ le n-a ṁuinntir roiṁe an dúṫaiġ sin, agus an fad ⁊ beaḋ sé beo naċ mbeaḋ aon rí eile uirṫi. B'ḟíor ḋó. D'éiriġ Risteárd an Gall as, agus ṡeol sé leis anonn a-ḃaile.

"Ḃíoḋ siamsa breaġ againn ar na Gallaiḃ, ar uairiḃ. Ḃí an-ḋroċ-ṁeas aca orainn. Ḃí mé sáṫaċ mór le sleaġ 'iomċar an t-am soin, agus ṫángamar orṫa aon lá aṁáin mar an ngaoiṫ Ṁárta. Ċuir siad teaċtaire ag iarraiḋ congnanta agus seo é an sgéal a ḃí aige: 'Tá na Gaeḋil sin ċoṁ mear le fiaḋ. Ní raiḃ craoḃ ná géagán insna coilltiḃ naċ raiḃ cuid aca ann, ⁊ iad ag caiṫeaṁ linn. Léimeann siad de ċoṁṫrom talṁan ⁊ téiḋeann siad de'n léim sin ar ḋruim na gcapall againn, agus na capaill ag imṫeaċt i n-a gcosanáirde, agus stracann siad anuas sinn.' Rinne na Gaill malairt aigniḋ uaiḋ sin amaċ i dtaoiḃ na nGaeḋeal."

"Ḃeannaċt Dé le hanam do ṁarḃ, a ḋilis; ní raiḃ focal de sin naċ raiḃ a ḟios agam, aċt ḃí dearmad déanta agam air," adeir Fionnġuala.

"Agus níor ḃ'ḟearr Art i dtroid ná i síoṫċáin. Ní raiḃ péirse talṁan, ná áḋḃar tiġe, ná níḋ ar biṫ mar sin ag teastáil ó ṡagart ná ó ḃráṫair ná ó ḃean riaġalta naċ raiḃ le fáġáil ar an toirt aca uaiḋ ⁊ míle fáilte, aċt labairt air. Aċt caiṫfiḋ mise a ḃeiṫ ag imṫeaċt, nó ḃeiḋ luċt na bainse ag feiṫeaṁ liom."

Fearna, baile i gCo. Loċa Garman, Ferns.
A ċeann faoi, a ċeann cromṫa, with bent head.
Ṡeaċad sé, ṫug sé bronntanas, ṡín sé.
Ḃáireaċ, ḃáraċ.
Ag dul a n-aois na hóige, ag éirġe óg, becoming young.
Slán a ḃeas tú, slán go raiḃ tú.
Síneaḋ láiṁe, a "tip."

A ḋílis, a ċara ḋílis.

Gur b'é, gur ḃ'é, gurab é.

Ba dual aṫar ḋó, rinne sé é mar do ġníoḋ a aṫair roiṁe é, he inherited his father's nature, he acts as his father would have acted.

Agus mise leat, 7 mise freisin, 7 mise leis, 7 mise fós (fosta).

Ag siuḃal leis: ann, in him.

Trioċa céad, ceanntar, a cantred.

Gaċa le gaṫ, gaṫ i n-aġaiḋ an ġaeṫe, an oiread gaeṫe.

An duine aca, ag gaċ duine díoḃ.

Stuaim ċinn, ingenuity.

Ṡaoil siad breiṫ, rinneadar iarraċt ar ḃreiṫ, they attempted to catch.

Ċinn orṫa, ċuaiḋ díoḃ, it failed them.

Fágaḋ ar a ċoṁairle féin é, he was not interfered with.

I ngan-ḟios, gan a ḟios, i gan ḟios.

Gan corruiġe, gan corruġaḋ.

Sul má ḃí, sul a raiḃ, sul dá raiḃ.

Ag tabairt ḟola, ag cur ḟola, bleeding.

Fá n-a lár, faoi n-a lár, around his waist.

Amaċ dorar, amaċ ar ḋorar, out by one door.

Crainn, croinnte.

I ḃfolaċ ḃíoḋg, hide-and-go-seek, a game played by children.

Nuair d'ḟaġaḋ, nuair ġeiḃeaḋ.

Ní raiḃ ann aċt nár cailleaḋ iad, they barely escaped death.

An ḟad, ċoṁ fada.

Ag caiṫeaṁ linn, ag caiṫeaṁ urċair linn, firing at us.

Rinne siad malairt aigniḋ, they changed their minds.

Uaiḋ sin amaċ, ó sin amaċ.

Do ṁarḃ, do ġaolta a fuair bás.

Luċt na bainse, the wedding party

# XVIII.—FEARAḊAĊ Ó CAṪASAIĠ.

briosg, forusta ar a briseaḋ, brittle.
marcaċ, duine ar marcaiġeaċt, a rider.
fasgaḋ (fosgaḋ), foiṫin, a shelter.
gleo, a murmuring noise, such as that made by persons talking in groups.
torann, a loud noise, such as that of thunder, of the trampling of horses, jolting of heavy carts, etc.
fallaing, a cloak, mantle.
baċlann, bacán, an taoḃ istiġ de'n láiṁ síos ó'n uillinn go dtí an bois.

Ḃí sé 'na ṁeaḋon oiḋċe ar an mbaile beag tuaiṫe ⁊ na daoine go léir 'na gcodlaḋ. Ḃí an ġealaċ go hárd sa spéir ⁊ an oiḋċe go glé-geal. Ḃí sioc liaṫ ar an talaṁ ⁊ na cnaipíní briosga ag briseaḋ fá do ċois, ar an mbóṫar. Ḃí foireann ṁarcaċ ag déanaṁ aníos an bóṫar ar an mbaile ⁊ iad ag caint le ċéile, corr-ḃeirt aca. Gall-ṡaiġdiúirí do b'eaḋ iad.

Nuair a ṫáinig siad ar an mbaile sgapadar anonn is anall, le lóistín na hoiḋċe ḟaġáil insna tiġṫiḃ. Ṡeas ocṫar nó naonḃar aca ag tiġ Ḟearaḋaiġ Uí Ċaṫasaiġ ⁊ ḃuail siad an dorus go teann. Ní ḃfuaireadar aon ḟreagra ⁊ ḃuaileadar arís é, ⁊ ġlaoḋadar ar an muinntir istiġ, ag ráḋ leo an dorus osgailt dóiḃ. Ba gearr gur laḃair an guṫ istiġ ag ráḋ go raiḃ sé ag teaċt. Duḃairt siad leis gan aon ṁoill a ḋéanaṁ, go raḃadar dallruiġṫe

leis an ḃfuaċt, ⁊ naċ seasfaiḋís é mórán níos fuiḋe.

Leis sin d'osgail an fear istiġ an doras, ⁊ duḃairt duine aca-san leis solus a lasaḋ ⁊ teine ċur síos.

“Ní raiḃ neart againn air, níor ḟéadamar a ṫeaċt go dtí anois, mar rinneamar moill ag an mbaile mór,” adeir an saiġdiúr céadna d'iarr an solus. “Gléas biaḋ dúinn,” ar seisean, “⁊ taḃair dúinn coirce ⁊ féar le haġaiḋ na gcapall.”

Duḃairt an fear go raiḃ go maiṫ, go ḃfuiġdís gaċ a raiḃ uaṫa. Ṫug sé leis na capaill annsin go gcuireaḋ sé sa stábla iad, aċt ní ṫoillfeaḋ níos mó ná dá ċapall sa stábla. B'éigin dó an t-aon-ċapall a ḃí aige féin a ṫaḃairt amaċ agus gaḃáil féir a ṫaḃairt di fá ḟasgaḋ crainn. D'ḟiafruiġ siad céard do ḃí san tiġ eile a ḃí i n-aice leo. Duḃairt seisean leo go mbuḋ 'in é cró na mbó.

“Déanfaiḋ sé sin go maiṫ,” ar siad-san: “tiomáin amaċ na ba as, agus cuirfeamuid na capaill isteaċ ann go maidin.”

B'éigin dó ceiṫre cinn de ḃa bainne a sgaoileaḋ, agus a dtiomáint amaċ fá ṡioc ⁊ fá ḟuaċt na hoiḋċe, agus tuilleaḋ de na caiplíḃ a ċur isteaċ i na n-áit. Ní raiḃ áit ná ionad eile aige a gcuirfeaḋ sé capall eile isteaċ ⁊ d'iarradar air a ḋul leo ar fud an ḃaile nó go ḃfaġaidís stábla i n-áit éigin. D'imṫiġ sé féin ⁊ iad féin annsin ag tóruiġeaċt stáblaí.

Nuair a ṫáinig an gleo ⁊ an torann fá'n teaċ ar dtús 'sí bean an tiġe an ċéad duine a ċualaiḋ é. D'éiriġ sí ⁊ ġléas sí í féin ⁊ ḋúisiġ sí a fear, ag ráḋ

leis go raiḃ na saiġdiúirí ag an doras ag iarraiḋ a ṫeaċt isteaċ. Ḃí páisde óg 'na ċodlaḋ san leabaiḋ ⁊ ṫóg sí an páisde agus ċuir sí fallaing ina ṫimċeall ⁊ ṫug léiṫi ar a baclainn é. Ċuaiḋ sí isteaċ i seomra san áit a raiḃ páisdí eile 'na gcodlaḋ; ḋúisiġ sí iad agus duḃairt leo éirġe ⁊ gan aon



na saiġdiúirí ag cur na gcapall isteaċ.

ḟaitċeas a ḃeiṫ orṫa. Ṫosuiġ malraċ mná a ḃí ann ag gol, ⁊ d'ḟiafruiġ sí cé an fáṫ a n-éireoċaḋ sí; ḃí codlaḋ uirṫi, aduḃairt sí, agus b'ḟearr léiṫi gan corruiġe.

"Ná bí ag gol, a leinḃ," adeir a máṫair léiṫi, "ṫáinig daoine coiṁiġṫeaċa ċugainn agus caiṫfiḋ siḃ suiḋe cois an teallaiġ go maidin."

"Fág annso mé, a ṁáṫair," adeir an ġearrċaile boċt, "⁊ téiḋḋís go háit éigin eile; tá codlaḋ orm;" ⁊ ḃí sí ag tuitim 'na codlaḋ arís. Ḃí sí ag caint agus gan aon tsúil osgailte aici, aċt duḃairt an ṁáṫair le cailín beag eile a ḃí léiṫi í ċur 'na sost ⁊ an ḃeirt aca éirġe.

Ċuaiḋ an ṁáṫair annsin go seomra na mbuaċaillí. Ḃí ḃeirt aca-san dúisiġṫe ċeana agus duine eile aca 'na ċodlaḋ suain, aċt d'éiriġ siad a dtriúr nuair a ġlaoḋ sí orṫa.

Níor ḃ'ḟada go raiḃ teine ṁór lasta ar an teallaċ ⁊ go raiḃ bean an tiġe ag gléas biḋ do luċt an airm. Ḃíodar-san tar éis a ṫeaċt isteaċ agus ḟuiḋeadar ṫart timċeall an teallaiġ i n-aice an teasa, agus iad ag coṁráḋ ⁊ ag caint ar a n-oibreaċaiḃ féin. Níor ḃacadar le muinntir an tiġe, ⁊ nuair a d'iṫeadar a ndóṫain ċuaiḋ siad a ċodlaḋ, ⁊ d'ḟan annsin go raiḃ an ġrian go hárd sa spéir, lá ar n-a ḃáireaċ.

D'ḟan muinntir an tiġe ar an teallaċ. Ní raiḃ aon áit codlata dóiḃ, agus le héirġe lae ar maidin bí creaṫaḋ ⁊ bualaḋ fiacal ar ċuid aca leis an ḃfuaċt.

Níor ṫuig na malraiġ cé an ċiall daoine coiṁiġṫeaċa a ḃeiṫ ag teaċt isteaċ orṫa i lár na hoiḋċe, mar ṫáinig luċt an airm sin, ⁊ d'ḟiafruiġ buaċaill beag d'á ṁáṫair cad ċuige a raiḃ na daoine sin ag baint an tiġe díoḃ, "nó naċ linn féin an teaċ?" adeir sé.

"Laḃair go socair, a Ruaiḋí Ḃig," ar sise, "⁊ ná cluiniḋís tú. Tá cead aca a ṫeaċt isteaċ orainn mar sin, ⁊ tá d'ḟiaċaiḃ orainn biaḋ ⁊ áit ċodlata a

ṫabairt dóiḃ féin ⁊ d'á gcuid capall. Muna ndéanamuid sin, féadfaiḋ siad a ḃaint dinn gan ḃuiḋeaċas. Sin é an dliġe. Tá na fir seo socair, aċt, i n-áiteaċaiḃ eile, na saiġdiúirí a ṫagas ann marḃuiġeann siad laċain ⁊ cearca ⁊ géaḋa ⁊ caoiriġ go minic, mara mbíḋ muinntir an tiġe go maiṫ ḋóiḃ."

"Agus a' ḃfuil cead aca sin a ḋéanaṁ?" adeir Ruaidí Beag, "nó cad ċuige naċ mbuaileann na daoine iad?"

"Níl na daoine eile i n-an' iad a ḃualaḋ, a Ruaidí Ḃig," adeir a ṁáṫair, "níl siad sáṫaċ láidir aca."

Níor ṫaiṫniġ an sgéal soin le Ruaidí, aċt ní raiḃ aon leiġeas aige air, ⁊ b'éigin dó ḃeiṫ sásta leis. Lá ar n-a ḃáireaċ ní ċraiṫfeaḋ sé láṁ le ceaċtar de na saiġdiúiriḃ nuair a ḃíodar ag imṫeaċt.

"Cé'n ċiall sin?" arsa duine aca leis.

"Mar ḃain siḃ an teaċ dínn aréir," adeir sé, "⁊ ní ṫaiṫniġeann siḃ liom."

"Ḃaineamar, an eaḋ? Má ḃain, a ḟir ḃig," ar seisean, "ḃaineaḃair féin na tiġṫe dá ċéile roṁainn, ⁊ níl againne dá ḋéanaṁ aċt aiṫris oraiḃ féin. Innseóċaiḋ t'aṫair ḋuit gur agaiḃ féin ba túisge ḃí an gnás soin ⁊ gur uaiḃ a fuaireamar-ne é. Ná bíoḋ aon ṁilleán agat orainne," ar seisean, ⁊ é ag iarraiḋ ḃeiṫ ag ḋéanaṁ mór le Ruaidí, má b'ḟíor ḋó féin.

Ní raiḃ teaċ ar an mbaile an oiḋċe sin naċ raiḃ ag sriotáil ⁊ ag freastal ar arm na nGall, ná ní raiḃ teaċ ann naċ dtug biaḋ ⁊ leaba ḋóiḃ ⁊ riar dá gcuid capall aċt ċoṁ maiṫ. Ḃuḋ í sin an ḃliaḋain 1460.

Sioc liaṫ, hoar frost.

Ag déanaṁ aníos, ag teaċt aníos.

Corr-ḃeirt aca, corr-ḃeirt díoḃ.

Ar an muinntir, ar an ṁuinntir.

Osgailt, ḟosgailt.

Ba gearr, ba ġearr.

Dallruiġṫe leis an ḃfuaċt, famished, stiffened with the cold.

Ní raiḃ neart againn, ní raiḃ leiġeas againn.

Le haġaiḋ na gcapall, fá ċoinne na gcapall, do na capallaiḃ, do na caipliḃ.

Gaċ a raiḃ, gaċ uile níḋ do ḃí.

Ní ṫoillfeaḋ, ní ḃeaḋ áit ag.

Gaḃáil ḟéir, an armful of hay.

Céard, cad, caidé.

Cró na mbó, the cattle-shed.

Ceiṫre, ċeiṫre.

Fá'n tiġ, fá'n teaċ, go dtí an teaċ.

Ṫóg, ṫóig.

Malraċ mná, gearr-ċaile.

Cois an teallaiġ, around the hearth, by the fire.

'Na sort, 'na tort.

A dtriúr (*lit.* their three), an triúr aca.

Daoine coiṁiġṫeaċa, strangers.

Cad ċuige (sometimes pronounced go tuige, tuige), cad 'na ṫaoḃ, 'dé'n ċúis.

Ruaidí, Ruaiḋrí.

D'ḟiaċaiḃ, ialaċ, iaċal, iaċail, fiaċa.

A ḃaint dínn, é do ḃaint dínn.

Gan ḃuiḋeaċas [dúinn], d'ár n-aiṁḋeoin.

A ṫagas, a ṫigeas.

Géaḋa(prond. géaḃa), géaḋaċa, géaḋanna.

Mara mbíḋ, muna raiḃ, mara mbéiḋ.

I n-an', i n-inniṁ, ábalta.

Sáṫaċ láidir, láidir go leór, láidir a sáiṫ, a ndóṫain.

Níor ṫaitniġ, níor ṫaitin.

Ḃeiṫ gaḃṫa leis, glacaḋ leis, ḃeiṫ sásta leis, to accept it.

Cé'n ċiall sin, caidé is ciall do sin, cad 'na ṫaoḃ sain.

Innseóċaiḋ, inneósaiḋ.

Déanaṁ mór le, getting into the good graces of.

Frioṫáil ⁊ freastal, serving, attending, waiting on.

## XIX.—An-ḟéile na nGaeḋeal.

Aonġus Ruaḋ O Dálaiġ do ċan.

Sraideóg Ċluana tiorma Tiobraid,
D'aon neaċ 'na ċorp beag a bríġ;
Beag a hionad ar ċúl leice,
'S do ḃéarfaḋ cuil 'na heite í.

Druim Sneaċta an baile bog
Gan airċinneaċ, gan easbog,
Gan aċt dá ċáirneaċ sa gcill,
Ar ṡráid imleaċain ísil.

Do ṡluigfeaḋ an ċuil d'aon ġreim uaim,
Gan an-ṡocair, gan an-ḃuain,
Sruḃán is im ar a ṁuin
I gCill Uí Ḋunáin Doṁnaiġ.

Ċugaiḃ! ċugaiḃ! díol na truaiġe,
Déanaiḋ an uair-se féil na marḃ,
Ó Raġallaiġ, an seanóir suaiḋte,
'S a ċlann ḋearóil brúiġte balḃ.

Síol Saṁraḋáin na mbuailte beag,
Is iad uile ar ḃeagán bíḋ,
Dream le ar binn ceól na cuile,
Seamar i mbeól gaċ duine díoḃ.

Taoḃ ó ṫuaiḋ de Loċ Síleann,
Bíd gan aon-ġreim san traṁraiḋ;
Le teaċt bainne na ngaḃar,
Do ġníd foġail ar ṡeamraiḃ.

Caoċ an inġean, caoċ an ṁáṫair,
Caoċ an t-aṫair, caoċ an mac,
Caoċ an capall ḃíos fá'n tsraṫair,
Leaṫ-ċaoċ an ċú, caoċ an cat.

Broc ar ġairḃe is ar ġlaise,
Ar ar ṁéid is ar ṁí-ṁaise,
Gliomaċ ar ġéire a ḋá ṡúl,
Sionnaċ ar ḃréine an Barún.

*    *    *    *    *    *

Mar leanaid Síol Neaṁnainn,
Tré ṁairḃ-linn lorg na laċan,
Leanann Manaiġ an t-arán
Tré ṗoll dolláin na sraṫraċ.

Doire Ḃrosgaiḋ nár ḃeannuiġ Dia,
Tá'n ġorta riaṁ ar gor sa gcill,
Spáideóg ṫana mar lainn éisg,
Is mar uḃ lóin ar ṁéis do ġeiḃinn.

Dá n-aorainn Clann Dálaiġ,
Níor ḋíon dam síol sean-Áḋaiṁ;
Clann Dálaiġ ba ḋíon daṁ
Agus síol sean-Áḋaiṁ d'aoraḋ.

Tusa do ċur os a gcionn,
Ní béim ar ḟearaiḃ Éireann;
Dual mion-tsroṫa do ṫriall go muir,
A stuaiḋ ḟinn Loċa Feabail.

A n-aoraḋ ní doiliġ ḋam
Ó ḋuine liaṫ go leanaḃ;
Caṫánaiġ na gcéimeann lag
Sgraṫánaiġ Éireann aorfad.

* * * * * *

Boṫ Ṁéiḋbe! Boṫ Ṁéiḋbe!
Boṫ beag tá i n-aice an tsléiḃe,
Boṫ i dtoṁaistear an ċáiṫ ċoirce,
Boṫ na gorta Boṫ Ṁéiḋbe!

A ċuil beag úd ar bun na gaible,
Dá mb'eól duit déanaṁ fuadaċ,
Ḃéarfá mo ċuid aráin is ime
Ċois na Finne leat go suaraċ.

Sraideóg: sudóg, a cake.

Cluain Tiobraid: baile beag atá sa taoiḃ ṫoir de Ċo. Ṁuineaċáin. Bí cill ann le Muinntir Ṁaṫġaṁna.

D'aon neaċ 'na ċorp beag a bríġ: is beag é bríġ na sraideóige ag aon neaċ le n-iṫe.

Beag a ṁionad: is beag an áit a dtoillfeaḋ sí.

Cuil: cuileóg, míoltóg.

Eite: sgiaṫán.

Druim Sneaċta: baile beag i gConndae Ṁuineaċáin.

Airċinneaċ: maor talṁan a raiḃ talaṁ na cille do ċúram air.

Cáirneaċ: sagart.

Imleaṫan : an-leaṫan, an-ḟairsing.

Gan an-ḟocair : gan ṁóiriam, gan trioblóid.

Gan an-ḃuain : gan éinniḋ a ċur ar dó.

Sruḃán, is im ar a ṁuin : rudóg ⁊ im ina ṁullaċ ; rudóg : a cake.

Doṁnaċ : i gCo. Ṁuineaċáin atá an áit, ⁊ baḋ é Ó Dunáin ab' airċinneaċ do'n ċill ann ; the parish of Donagh in Triucha.

Ċugaiḃ : táṫar ag teaċt oraiḃ ; seaċnaiḋ siḃ féin.

Díol na truaiġe : duine ar ċóir truaiġe a ḋéanaṁ dó.

Féil na marḃ : mar ba cosṁail Ó Raġallaiġ le duine nar ḃ'ḟada uaiḋ an bás.

Seanóir : duine aosta, a senior.

Dearóil : truaiġṁéileaċ.

Síol Saṁraḋáin : bíodar 'na gcoṁnuiḋe i gCo. Ċaḃáin, ⁊ bíoḋ a sinnsir fá ċíos ag Ruarcaċ Ḃréifne.

Seamar : d'iṫeaḋ daoine seamar is biolar ⁊ neiṫe mar sin i n-aimsir gorta.

Loċ Síleann : tá an loċ so sa taoiḃ ṫeas de Ċo. Ċaḃáin. Clann Tiġearnáin a bí 'na gcoṁnuiḋe sa gceanntar.

Ar ġairḃe is ar ġlaise : ċoṁ garḃ le broc ⁊ ar a ḋaṫ.

Ap : an ape.

Gliomaċ : a lobster.

An barún : Conċuḃar Mag Uiḋir ó Inis Ceiṫleann. "Mag Uiḋir Gallda" a ṫugaidís air, sul má fuair sé an teideal féin.

Mar leanaid, ⁊c. : mar leanas laċain de lorg síl an neaṁnainn tré ṁairḃ-linn (.i. tré linn naċ ḃfuil aon ċeann le fánaiḋ aici) is mar sin a leanas Manaiġ (.i. muinntir ḃFear Monaċ) an t-arán.

Dallán : cnap, árdán, pionna. Poll dalláin na sraṫraċ : an poll a ḃíos insa tsraṫair leis an sgaḃairnín (.i. an pionna) a ċur ann.

Sraṫar : a straddle.

Doire Ḃrosgaiḋ : i n-aice le Inis Ceiṫleann atá cill Ḋoire Ḃrosgaiḋ, ⁊ Mac Giolla Ċoisgle a bí in' airċinneaċ ann.

Ar gor : mar ḃíos ceirc ar uiḃeaċaiḃ ; hatching.

Lann éisg : an sgála beag tanaiḋe ḃíos taoḃ amuiġ ar iasg ; scale of a fish.

Dá n-aorainn : dá ndéanainn magaḋ nó sonoṁaid fá ; if I satirized.

Clann Dálaiġ : ainm é seo a fuair Aoḋ Ruaḋ Ó Doṁnaill ⁊ a

ṁuinntir ó Ḋálaċ, an deaċṁaḋ duine a ḃí mar ċeann ar an treiḃ anuas ó Niall Naoi-ġiallaċ.

Díon : dídean, fasgaḋ, coimeád.

Síol sean-Áḋaiṁ : an doṁan go hiomlán.

Tusa : Aoḋ Ruaḋ Ó Doṁnaill.

Béim : aitis, droċ-ṁeas.

Dual mion-tsrota : is sud nádúrḋa é do ṡrotaiḃ beaga.

Stuaḋ : laoċ, ceann taca.

Loċ Feaḃail : cuan atá idir Inis Eoġain ⁊ Doire Ċuilm Cille.

A n-aoraḋ : iad do aoraḋ ; *lit.* their satirizing.

Doiliġ : deacair, deocair.

Catánaiġ : ḃíodar 'na gcoṁnuiḋe i nOireaċt Uí Ċatáin idir an Ḟeaḃail ⁊ an Ḃanna.

Na gcéimeann lag : gan fearaṁlaċt gan ṁisneaċ.

Sgratánaiġ : daoine leisgeaṁla, díoṁaoineaċa.

Boṫ Ṁéiḋbe : ḃí an ċill sin ó ṫuaiḋ de Ḃaile an Ṁullaiġ i gConndae Ḋoire. Boṫ : boṫán, cábán.

An ċáit coirce : an lóċán a ḃíos ann nuair a cáittear an coirce.

Gaḃal, gaiḃle : rata tiġe, a rafter.

Déanaṁ fuadaċ : fuadaċ nó creaċ nó foġail do ḋéanaṁ.

Dá mb'eól duit : dá mbeiṫeá oilte ar ; dá mbeaḋ ḟios agat le.

Béarfá : ḃí an méid aráin a fuair sé ċoṁ héadtrom sin ⁊ go dtiuḃarfaḋ cuileóg léi é go haḃainn na Finne i dTír Ċonaill.

Go suarac : go héasgaiḋ ; gan trioblóid, gan ḃuaḋairt.

[As "The Tribes of Ireland" do'n tsliocht so, leaṫanaiġ 50-58.]

## XX.—SLISNEAĊ

Seaġáin Finn Uí Ḃaoiscne le hAilḃe Gruaiḋḃric, inġean Ċormaic.

"Céard is líonṁaire ná féar?" ar Fionn.

"Drúċt," ar an inġean.

"Céard is teó ná teine?" ar Fionn.

"Gnúis ḋuine ṁaiṫ gur a dteagann aoiḋiḋ gan biaḋ aige ḋóiḃ," ar an inġean.

"Céard is luaiṫe ná gaoṫ?" ar Fionn.

"Meanma mná," ar an inġean.

"Céard is milse ná mil?" ar Fionn.

"Briaṫra toċṁairce," ar an inġean.

"Céard is duiḃe ná fiaċ?" ar Fionn.

"Éag," ar an inġean.

"Céard is gile ná sneaċta?" ar Fionn.

"Fírinne," ar an inġean.

"Céard is seirḃe ná niṁ?" ar Fionn.

"Aiṫis naṁad," ar an inġean.

"Céard is fearr do ṁnaoi?" ar Fionn.

"Tlás, fós féile," ar an inġean.

"Céard is fearr do laoċ?" ar Fionn.

"Gníoṁ árd ⁊ uaill íseal," ar an inġean.

"Céard is fearr do ḃiaḋ?" ar Fionn.

"Blioċt," ar an inġean.

"Céard is measa do ḃiaḋ?" ar Fionn.

"Splíonaċ," ar an inġean, "⁊ ól corma ar ċéad-longaḋ."

Slisneaċ : bailiuġaḋ, cnuasaċ.
Líonṁaire : more numerous.
Gus a dteaġann aoiḋiḋ : a dtagann aoiḋiḋ ċuige, to whom guests come.
Meanma : intinn, tuisgint, tuigsint.
Toċmairce : suirġe, courtship.
Aiṫis : milleán ⁊ droċ-ṁeas, reproach.
Tlás : caoineas, boige, séiṁe.
Fós : agus.
Féile : córtas, generosity.
Uaill : glór.
Bloċt : bainne.
Splíonaċ : droċ-ḟeóil, feóil ḃeiṫiḋeaċ a cailleaḋ, feóil ċruaiḋ gan ṁéiṫ.
Corma, *gen.* of cuirm : cineál leanna a ḃíoḋ ag Gaeḋealaiḃ ; beer.
Céad-longaḋ : breakfast.

---

## CÚITIUĠAḊ.

Is tuigseaċ sean-ráiḋte na sean
Go blasda buaḋaċ ag teaċt i réim ;
Tigeann cumann druim tar ais,
Buailtear duine dá ḟlait féin.

Tuigseaċ : tuigsionaċ, tuisgeanaċ.
Ag teaċt i réim : coming into vogue, being fulfilled.
Cumann : gníoṁ, gean.
Druim tar ais : ar ais.
D'á ḟlait féin : le n-a ḟlait féin.

---

## SAIḊḂIR AGUS DAIḊḂIR.

Má tá tú boċt, is olc uait suiḋe d'ár gcoṁar ;
Is óinṁid tú 's níl sult ná bríġ id' ġlór,
Aċt má tá do stoc ar ċnoc agat is min id' stór
Níl smid id' ṗluic aċt sult mar Ċiceró.

D'ar gcoṁair : 'n-ár n-aice, i n-aice linn.
Óinṁid : amadán.

# XXI.—TROID AGUS LAGAR.

Aois: fad céad bliaḋain.
Dílis: faithful.
Cliaṁnaiġ: cliaṁnaċa, relatives by marriage.
Cruinn: cruinniġṫe timċeall.
Foireann: sluaġ daoine, a crew.
Corṫa: tuirseaċ, exhausted, spent.
Díoġa: dríodar, an cuid baḋ dona, the worst.
Cearn (ceárd): áird, áit, ionad, point of the compass.
Teidil: coṁarṫaí onóra, titles.

I DTÚS na séaṁaḋ haoise déag ṫáinig mí-ḟortún mór ar Ġaeḋealaiḃ. D'éiriġ troid ⁊ aċrann eatorṫa ⁊ lagaḋ anuas iad ar ċaoi go mb'éigin dóiḃ a gcuid talṁan féin a leigean uaṫa fa ḋeireaḋ. Ní raiḃ aon árd-rí ná aon árd-ċoṁairleóir orṫa ⁊ ní raiḃ ceart le faġáil aċt le láiṁ láidir. Dá dtagaḋ na taoisiġ i gceann a ċéile agus coṁairle a ġlacaḋ le ċéile, ⁊ dá seasaidís go léir dílis do'n ċoṁairle sin uaiḋ sin amaċ, ní ḃainfeaḋ aon dream Gallda leó; aċt ní ḋeárnadar sin ⁊ ḃí ar a ṡon aca.

Buḋ iad Clann Doṁnaill .i. na Niallaiġ agus na Conallaiġ, na taoisiġ ba láidre i gcúige Ulaḋ; buḋ iad na Concuḃaraiġ ⁊ Clann Riocaird agus Muinntir Ċeallaiġ árd-taoisiġ na gConnaċtaċ, ⁊ i gcúige Muṁan buḋ iad na Brianaiġ, Muinntir Ċinnéide agus Síol Aoḋa na hárd-taoisiġ. Ṫeastuiġ fear grinn tuisgionaċ uaṫa, fear a mbeaḋ croiḋe ann agus ceann air le tír a riaġluġaḋ, aċt ní raiḃ an té sin le faġáil imeasg na n-árd-taoiseaċ.

D'éiriġ aċrann i gConnaċtaiḃ idir an Riocardaċ ⁊

an Ceallaċ. Ċuadar ċum dubḟláin le n-a ċéile ⁊ ċeap gaċ aon duine aca an fear eile a ċur i n-íoċtar. Ċuir an Ceallaċ fios ar ċongnaṁ. Ṫáinig na hUltaiġ ċuige .i. Aoḋ Rúaḋ agus a ṁac ⁊ uaisle Ṫíre Conaill; ṫáinig Mac Aonġusa ċuige ⁊ Mac Maṫġaṁna ⁊ Ó hAnluain; ṫáinig Ó Fearġail agus Ó Raġallaiġ



Sáraṁ an Ġiuisdís.

ċuige, agus ṫáinig na Niallaiġ ċuige, mar buḋ ċliaṁnaiġ iad féin ⁊ eisean. Ċuidiġ a ċom-Ċonnaċtaiġ leis .i. Mac Diarmuda Ṁuiġe Luirg agus Aoḋ mac Ḟéiḋlim Ḟinn. Ḃí an Gearaltaċ, .i. Iarla Ċill Dara, i n-ionad an ríoġ i nÉirinn an uair sin. Ṫug seisean sluaġ fear leis agus ċuaiḋ sé ar ṫaoḃ an Ċeallaiġ. Ba ṁór an ḟoireann fear a ḃí cruinn ag an gCeallaċ

annsin. Ní raiḃ foireann an Riocardaiġ ċoṁ láidir sin, aċt ḃí na Brianaiġ i n-éinfeaċt leis, agus Muinntir Ċearḃaill; agus ṡeas Mac Conmara ó Ṫuaḋṁuṁain ar a ṫaoḃ, agus an Brianaċ ó Araiḋ agus na Cinnéidiġ ó Urṁuṁain. Ḃí maṫṡluaġ mór fear ann. Buḋ ḃeag naċ é an leaṫ ó ḋeas d'Éirinn a ḃí i n-aġaiḋ an leaṫ ó ṫuaiḋ.

Casaḋ an dá arm ar a ċéile ag Cnoc Tuaġ, tuairim le hoċt míle soir dtuaiḋ ó Ġaillim. Ċaiṫeadar lá fada ag troid annsin. Nuair a ḃíodar corṫa de ṫroid, tráṫnóna, d'éirġeadar aisti, ⁊ ḃí os cionn trí ṁíle fear marḃ ar an dá ṫaoḃ. Níor ḃ'iad sin díoġa na ḃfear a marḃuiġeaḋ an lá soin, aċt sgoṫ na nGaeḋeal—fir láidre ḟollaine. Is fada 'na ḋiaiḋ sin a ḃí na taoisiġ agus a gcuid arm go lag-ḃríġeaċ.

Ċúig ḃliaḋna 'na ḋiaiḋ sin ċeap an Gearaltaċ, .i. fear ionaid an Ríoġ, go mbuḋ ṁiṫid dó féin tuilleaḋ bruiġne a ṫarraint. Ṫug sé cuireaḋ do ṁac Uí Ḋoṁnaill ó Ṫír Ċonaill a ḋul leis, agus ċuaiḋ sé leis. Ċuaiḋ Gaeḋil na Miḋe i n-éinfeaċt leó. Ṫugadar ruaṫar síos ċoṁ fada le Luimneaċ. Ċruinniġ na Brianaiġ a gcuid fear le iad féin a ċosaint. Nuair a ċualaiḋ an Gearaltaċ go raiḃ na Brianaiġ réiḋ fá n-a ċoṁair, ḃí an oiread de ḋeifir air ag filleaḋ agus ḃí air ag dul síos, ar dtús. Ċuaiḋ na Brianaiġ roiṁe agus do ḃriseadar caṫ air, agus ba gearr a ṡeas sé talaṁ; aċt ní mórán daoine a marḃuiġeaḋ an lá soin.

Sa mbliaḋain 1512 ċuir Ó Doṁnaill cogaḋ ar Art mac Aoḋa Uí Néill. Ċuir sé cogaḋ ar Mac Liam De Búrca an ḃliaḋain ċéadna. Nuair a ċonnaic an Fear Ionaid na mion-ċogaiḋ ḃeaga so ar siuḃal ṫug sé ruaṫar eile síos fá Ċonnaċtaiḃ. Ṁill sé agus loisg sé cuid de'n tír ar a ḃealaċ. Casaḋ Ó Doṁnaill air ⁊ rinne an ḃeirt aca margaḋ le ċéile. Ċuireadar sa margaḋ é go seasfaidís dílis dá ċéile. Ċuaiḋ an Gearaltaċ go cúige Ulaḋ annsin, ṁill sé an tír roiṁe, mar rinne sé i gConnaċtaiḃ ⁊ ṫug sé mac Néill ṁic Ċuinn Uí Néill leis ina ṗríosúnaċ go Baile Áṫa Cliaṫ.

Ṫáinig troid ṁór idir Ṁuinntir Néill i dTír Eoġain, dá ḃliaḋain d'ár gcionn sin. Buḋ cáirde agus coṁursanna dá ċéile iad na Niallaiġ ⁊ Muinntir Raġallaiġ i mBreifne. Ċoṁ fada ⁊ ḃí na Niallaiġ ag troid ḃí deis ag an ḃFear Ionaid tuilleaḋ doċair a ḋéanaṁ, agus rinne sé é. Ṫáinig sé go hobann ar Ḃreifne ⁊ ṁarḃuiġ sé a lán de Ṁuinntir Raġallaiġ.

Ġlac Muinntir Néill éad le hÓ Doṁnaill mar ġeall ar an margaḋ rinne sé leis an ḃFear Ionaid; agus ġlacadar coṁairle leis na Connaċtaiġ agus leis na Muiṁniġ, sa mbliaḋain 1522, seasaṁ le ċéile i n-aġaiḋ ṁic Uí Ḋoṁnaill. Ċualaiḋ Ó Doṁnaill an scéal so ⁊ níor ḟan sé nó go dtagaḋ an ṁuinntir a ndeas ċuige, aċt d'imṫiġ sé i n-aġaiḋ na Niallaċ ⁊ ḃris sé caṫ orṫa ag Cnoc Buiḋḃ i n-aice leis an Sraṫ Bán. Marḃuiġeaḋ suas le míle fear an lá soin. Nuair

a ċualaiḋ na Muiṁniġ ⁊ na Connaċtaiġ fá'n troid sin ċuireadar teaċtairí síoṫċána go dtí Ó Doṁnaill ⁊ d'ḟilleadar ar ais a ḃaile gan aon ṁoill a ḋéanaṁ.

Lagaḋ na Gaeḋil ar an gcuma soin. Buḋ ḃeag bliaḋain uaiḋ sin suas, ar feaḋ oċt mbliaḋna déag, naċ raiḃ troid nó cogaḋ i gceann éigin de'n tír. Ḃíodar ag troid eatorṫa féin, agus, sa deireaḋ, ṫáinig an fear ṫall isteaċ ⁊ rinne sé maiġistir ḋe féin ar an iomlán. Ċuaiḋ an Fear Ionaid go cúige Muṁan ⁊ ġéill Brianaċ Araḋ ḋó, agus ġéill Ó Duiḃir agus Mac Cárṫaiġ ḋó. Annsin ġéill na Niallaiġ ḋó agus Ó Doṁnaill agus na Mórḋaiġ agus na Tuaṫalaiġ agus Muinntir Ṁaoileaċlainn. Ċuaiḋ cuid aca go Sasana agus rinne Rí Ṡasana iarlaí ḋíoḃ. Ṫugadar a gcuid talṁan suas dó go bog simpliḋe, cé naċ raiḃ aon ċeart aca sin a ḋéanaṁ, mar nár leo féin é, aċt leis an treiḃ. Ṫug an rí an talaṁ ar ais dóiḃ; ḃronn sé orṫa é, ar uċt a ḃeiṫ uṁal dó, agus ṫug sé teidil dóiḃ i n-a ṫeannta. Rinne sé Iarla de ṁac Uí Ḋoṁnaill ar Ṫír Ċonaill; rinne sé Iarla Ṫíre Eoġain de'n Niallaċ; rinne sé Iarla Ċloinne Riocaird de'n Ḃúrcaċ; agus rinne sé Iarla de'n Ḃrianaċ ar Ṫuaḋṁuṁain. Ġlac na treaḃa fearg an doṁain, nuair a ċualadar go dtug na taoisiġ suas talaṁ na hÉireann do ríġ Ġallda, aċt b'éigin dóiḃ leigean fúṫa—ḃíodar corṫa ó ṫroid ⁊ ní raiḃ ionnta seasaṁ ar a son féin. Sin é a raiḃ aca de ḃárr na troda i n-aġaiḋ a ċéile: a ḃeiṫ gan tír gan talaṁ.

Séaṁaḋ : seiseaḋ, seisṁeaḋ.

Lagaḋ iad : rinneaḋ lag iad.

Ar ċaoi : ar ṡliġe, ar ċuma.

Ḃí ar a ṡon aca : d'ḟulaingeadar mar ġeall air.

Fear grinn : fear ⁊ aigne aibiḋ beaċtuiḋe aige.

Tuisgionaċ : tuigseanaċ, tuisgeanaċ.

Ċum dubḟláin : ċun díċill, ag déanaṁ díċill.

Araḋ : ceanntar sléiḃe atá idir Loċ Deirgdeirc ⁊ cnuic Ċomailte. Na Brianaiġ .i. prionnsaí Ṫuaḋṁuṁan a ḃí 'na gcoṁnuiḋe ann.

Cnoc Tuaġ : Cnoc i gCo. na Gaillimhe é seo.

Soir dtuaiḋ : soir ó ṫuaiḋ, north-eastwards, north-east.

Ċúig ḃliaḋna : cúig ḃliaḋna.

Go mbaḋ ṁitiḋ : go raiḃ sé i n-am.

Ruaṫar : turas deifireaċ imeasg naṁad.

Ar dtús : ar dtúis.

Ċuir sé cogaḋ air : d'ḟuagair sé cogaḋ air.

Fá Ċonnaċtaiḃ : ar fuaid, ar fud Ċonnaċt.

Casaḋ Ó Domhnaill air : tárla dó gur ṫáinig sé féin ⁊ Ó Domhnaill go dtí n-a ċéile.

Go hobann : go tobann, suddenly.

Breifne : an ceanntar atá ó Ċeanannas na Miḋe siar go Cuan Ṡligiġ. Roinn an Ruarcaċ ⁊ an Raġallaċ an ceanntar eatorṫa sa deaċṁaḋ aois.

Ġlacadar éad le : ṫáinig éad orṫa le.

A nDeas : in the south, from the south.

Cnoc Buiḋḃ : tá an cnoc so i gCo. Ṫír Eoġain.

Srat Ḃán : baile mór atá sa taoḃ ó ṫuaiḋ de Ċo. Ṫír Eoġain.

Suas le : i ngar do.

Buḋ beag bliaḋain : ní raiḃ mórán bliaḋan, gaċ uile ḃliaḋain naċ mór.

Uaiḋ sin : ó sin, thenceforth.

An fear ṫall : an fear coiṁiġṫeaċ.

Ḃronn sé : ḃronn sé, ṫug sé i n-aisgiḋ.

As uċt : mar ġeall ar.

Ġlac na treaba fearg an doṁain : ṫáinig an-ḟearg ar na treabaiḃ.

Leigean fúta : fanṁaint go socair.

# XXII.—Seaġán an Díomais.

Díomas: uaḃar, pride.
Oiġre: an heir.
D'ionnsuiġ: attacked.
Imreasán: aċrann, siúite, iomarḃáiḋ.
Caṫuġaḋ: brón, aiṫméala.
Ġáir siad: ġlaoḋadar: ċuireadar glaoḋ asta.
Bisеaċ: feaḃas.
Dearcaḋ: infiúċaḋ, ag breaṫnuġaḋ, féaċaint go géar.
Coinġeall: connraḋ, margaḋ, compact.
Creaċaḋ: sgriosaḋ, ag déanaṁ foġlaċ.
Gallóglaċ: saiġdiúir siuḃail.
Freis: i n-éinfeaċt leis.
Lastas: last: ualaċ báid, ualaċ soitiġ, consignment.
Faoḃar: géire.

Ḃí Conn Ó Néill, aṫair Ṡeaġáin an Díomais, ar ḋuine de na taoiseaċaiḃ a d'uṁluiġ do Ríġ Ṡasana, sa mbliaḋain 1542. Níor ṫaitniġ le aon treiḃ a dtaoiseaċ 'uṁluġaḋ, ċor ar biṫ, óir ṫug sin le ráḋ gur ġéill an treaḃ iad féin—⁊ sin rud naċ ndeárnadar. Ḃí corr-áit ann agus ṫáinig an-ḟearg ar an treiḃ, fá ráḋ is go mbainfiḋe a dtalaṁ ḋíoḃ féin, gan fiú oireaḋ ⁊ a ráḋ leó: "Má 'sé do ṫoil é." Ġlac treiḃ Ċuinn fearg fá go dtiuḃarfaiḋe a gcuid talṁan do Ċonn agus ṡeasadar amaċ ⁊ duḃradar leis an Iarla nua:—

"Is linne an tír ⁊ an talaṁ so ⁊ congḃóċamuid iad. Ċlis tusa mar ṫaoiseaċ orainne ⁊, ó ṫárla gur ċlisis, imṫiġ uainn ⁊ toġfamuid taoiseaċ eile. Ní iarlaí coiṁiġṫeaċa atá uainn, aċt ar dtaoisiġ féin."

Ní ḋearna na treaḃa sin i dTír Eoġain. Ní ġlacfaidís leis an Iarla nua, ⁊ d'iarradar ar Ċonn ainm a ċur ar oiġre nua, ar fear a ḃeaḋ ina ḋiaiḋ, mar ṫaoiseaċ. Rinne Conn sin ⁊ ċuir sé ainm ar a ṁac, Maitiú. Ḃí súil ag Seaġán gurab é féin a ḃeaḋ



Ġáir siad amaċ, "Ó Néill a bú!"

ag ceann na treiḃe i ndiaiḋ a aṫar, ⁊ nuair a cuireaḋ ainm ar Ṁaitiú, mar oiġre, ḃagair sé naċ mbeaḋ sin aṁlaiḋ ⁊ gurab é féin a ḃeaḋ os cionn na treiḃe. Duḃairt Conn leis féin, nuair a ċualaiḋ sé caint Ṡeaġáin, go mbeaḋ a ċlann ṁac ag troid le ċéile mar ġeall air féin, agus rinne sé malairt aigne gan mórán moille. Rinne sé oiġre de Ṡeaġán—b'ḟearr an fear go mór é Seaġán ná Maitiú.

Ċualaiḋ na Sasanaiġ an sgéal so ⁊ ċuir sé áṫas orṫa, mar naċ raiḃ uaṫa aċt an treaḃ a ḃeiṫ ag troid le ċéile. Ċuireadar fios ar an Iarla nua .i. Conn, go dtugaḋ sé cunntas dóiḃ cia an ċiall dó oiġre a ḋéanaṁ de Ṁaitiú ⁊ annsin an oiġreaċt a ḃaint de arís ⁊ í ṫaḃairt do Ṡeaġán. Ṫáinig Conn ċuca go Baile Áṫa Cliaṫ, ⁊ nuair a fuaireadar greim air ċuir siad isteaċ fá ġlas i bpríosún é.

Duḃraḋ, i dTír Eoġain, go raiḃ Conn sa bpríosún i mBaile Áṫa Cliaṫ. Ċuir Seaġán goirm sgoile amaċ, ag ráḋ go raiḃ sé ag dul ċun troda leis na Sasanaiġiḃ, muna leigidís a aṫair amaċ saor. Ċuaiḋ sé ina n-aġaiḋ ⁊ rug sé an ḃuaiḋ orṫa, dó nó trí huaire. Leig siad Conn amaċ annsin, aċt ċuireadar amaċ arm i n-aġaiḋ Ṡeaġáin. Ba ḃeag an ḃríġ arm Sasanaċ i n-aġaiḋ Ṡeaġáin an Díomais, ⁊ b'éigin arm ⁊ arm eile a ċur amaċ. Nuair a ċuaiḋ ag Seaġán orṫa ar fad, leigeadar dó. Aċt níor ṡásuiġ sin é. Duḃairt sé leis féin go mba le n-a ṡinnsear an dúṫaiġ sin, leis na céadtaiḃ bliaḋain, ⁊ go mbeaḋ an dúṫaiġ aige go goirid. Ċeap sé, dá mbeaḋ an

ċúige aige, nár ḃ'ḟada uaiḋ go mbeaḋ Éire ar fad faoi.

Ḃí an smuaineaḋ sin ina ċroiḋe aige ⁊ ċeap sé go mbainfeaḋ sé cúige Ulaḋ amaċ ḋó féin i dtosaċ. Ṫug sé aġaiḋ ar an Raġailleaċ, taoiseaċ Ḃréifne, ⁊ ċuir sé i n-íoċtar é. D'imṫiġ leis annsin ⁊ d'ionnsuiġ sé Clann Doṁnaill, i dTír Ċonaill, aċt ṫáinig Calḃaċ Ó Doṁnaill air agus sluaġ fear leis, ⁊ ḋíbir sé Seaġán ⁊ ṁarḃ sé a ċuid fear. Ní raiḃ ann aċt go dtug Seaġán an t-anam leis ó Ċalḃaċ.

D'ḟan Seaġán socair go ceann tamaill 'na ḋiaiḋ sin, aċt níor ḃ'ḟada gur éiriġ imreasán idir a ṁuinntir ⁊ a ḋearḃráṫair, ⁊ marḃuiġeaḋ an dearḃ-ráṫair sa troid. Ḃris sé croiḋe an aṫar: a ċlann a ḃeiṫ ag troid ⁊ ag marḃuġaḋ a ċéile, ⁊ fuair sé bás an ḃliaḋain d'ár gcionn.

Annsin ḃí Conn ⁊ Maitiú fa'n ḃfód, ⁊ ba ḃeag an caṫuġaḋ 'na ndiaiḋ ḃí ag an treiḃ. Ḃ' iarla Gallda é Conn ⁊ b'aḋḃar iarla Gallda é Maitiú ⁊ buḋ í an iarlaiḋeaċt Ġallda a ḟaoil an treiḃ a sgriosaḋ. Rinneadar taoiseaċ Gaeḋealaċ de Ṡeaġán, do réir nós na nGaeḋeal. Ċuireadar slat ġeal ḋíreaċ 'na láiṁ ḋeis, mar ċoṁarṫa go raiḃ sé le ceart a ḟearaṁ go coṫrom idir ṁuinntir na treiḃe, ⁊ ġáir siad amaċ: "Ó Néill abú! Ó Néill go deo!" Ní raiḃ fear i nÉirinn, an t-am soin, ba ṁó cuṁaċta ná Seaġán.

Ba ṁór leis na Sasanaiġiḃ an biseaċ a ḃí air, an tráṫ so, ⁊ ṫug siad cúpla cuairt ar ċúige Ulaḋ, ag dearcaḋ ṫart timċeall orṫa. Ċuaiḋ Ḟear Ionaid Éilíse—Sidney—síos ó ṫuaiḋ, ⁊ ċonnaic sé go mbuḋ

é Seaġán an ceann ar an gcúige ⁊ duḃairt sé leis féin :—"Leigfiḋ mé ḋuit, a Ṡeaġáin, má leigeann tú ḋam." Leigeadar dá ċéile.

D'imṫiġ Sidney ⁊ ṫáinig Sussex in' áit. Rinne Sussex coinġeall, fá rún, le Calḃaċ Ó Doṁnaill, ⁊ le Clainn Doṁnaill na nOileán, i nAlbain. Ċeapadar eatorṫa breiṫ ar Ṡeaġán an Díomair ⁊ é ċur i ngéiḃeann. Ċuir Sussex sluaġ fear isteaċ go ceart-lár Ṫíre Eoġain—ḃí míle fear aca ann—⁊ Calḃaċ ⁊ muinntir na nOileán leo. Ṫosuiġeadar ag creaċaḋ na tíre agus ṫiomáin siad ba, caoiriġ ⁊ capaill rompa a ḃaile ó'n Niallaċ. Ṫáinig Seaġán orṫa go hobann ⁊ ċuir sé an ruaig orṫa. Sgaip sé, ⁊ ṁill sé agus ḋíbir sé iad; ṁarḃuiġ sé go leór aca ⁊ an méid aca a ṫug an t-anam leo níor ḃaineadar cos as riṫ gur ṡroiċeadar Árd Ṁaċa.

Rinneadar síoṫċáin annsin le Seaġán ⁊ ṫug Eilís cuireaḋ ḋó a ṫeaċt go Sasana. Ġlac sé an cuireaḋ ⁊ ċuaiḋ sé féin, ⁊ foireann gallóglaċ ṡeis, anonn. Leigeaḋ anall arís iad, nuair a ċaiṫeadar sgaṫaṁ ṫall, ⁊ is mór an t-iongnaḋ gur leigeaḋ.

Ṫosuiġ Sussex ag cur isteaċ ar Ṡeaġán, an dara huair, ⁊ fuair sé congnaṁ ó Ċlainn Doṁnaill, in' aġaiḋ. D'ionnsuiġeadar é, aċt ċuir Seaġán an ruaig arís orṫa. D'órduiġ Eilís ḋóiḃ annsin síoṫċáin a ḋéanaṁ leis. Rinneadar sin leis ⁊ ċuir Sussex lastas fíona ag Seaġán i gcoṁarṫa carṫannais. Ġaḃ Seaġán buiḋeaċas leis, ⁊ ċuadar ag ól an fíona. I gceann tamaill, buaileaḋ síos go dona tinn

an méid aca a d'ól an fíon, aċt ṫáinig siad as, i n-imṫeaċt cúpla lá. Ḃí niṁ curṫa ar an ḃfíon ag Sussex.

Ċoṁ luaṫ agus ċuir Seaġán bonn le bóṫar arís ḃí faoḃar air. D'ionnsuiġ sé na hAlbanaiġ ⁊ ṁarḃ sé seaċt gcéad aca ; ṫeiċ an ċuid eile. Ċuir sé Clann Riocaird Connaċt i n-íoċtar ⁊ Mag Uiḋir i ḃfear Monaċ.

Ṫáinig Sidney arís go hÉirinn. Ḃa fear é naċ raiḃ gan stuaim ċinn a ḃeiṫ aige. Leig sé do Ṡeaġán roiṁe sin, nuair a ċonnaic sé ċoṁ daingean ⁊ ḃí sé. Ċuir sé sgéala ċuige an turas so, ag ráḋ go dtiuḃarfaḋ sé rud ar biṫ ḋó a ḃí uaiḋ. Ḋéanfaiḋe Iarla Ṫíre Eoġain de, aċt an focal a ráḋ. 'Sé an freagraḋ a ṫug an Niallaċ air :—

“Ḃa le mo ṡinnsear-sa cúige Ulaḋ roṁam, ċuir mé féin an ruaig ar Ġallaiḃ amaċ as ċeana, agus ní leigfiḋ mé ḋóiḃ a ṫeaċt ar ais ann go deo. Is gan ḃuiḋeaċas a ḃain mé amaċ é, ⁊ is gan ḃuiḋeaċas ḋóiḃ a ċoinneóċas mé é.”

Ċuir Sussex an t-arm isteaċ go Tír Eoġain in' aġaiḋ. Lean arm Ṡeaġáin iad aċt ní rugadar orṫa go dtáinig siad go Tír Ċonaill. Ḃíodar i n-aice le Doire nuair a d'iompuiġ na Gaill, ⁊ ḃíodar ag teiċeaḋ roiṁ arm Ṡeaġáin nuair a ṫáinig na Conallaiġ i n-aġaiḋ a gcoṁursanna féin, ar taoḃ Sussex. Ḃriseaḋ ar Ṡeaġán annsin.

Ċuaiḋ sé 'na ḋiaiḋ sin go dtí na hAlbanaiġ, le aimsir a ċur orṫa, ag troid ḋó. Ċuadar ar aimsir

ċuige go feallṫaċ, mar ṁarbuiġeadar é, an oiḋċe sin, ⁊ é fá n-a ndídean.

Cor ar biṫ : ar ċor ar biṫ, i n-ao' ċor.
Ṫug sin le ráḋ : bí sé iontuigṫe as sin.
Fa ráḋ is : faoi ráḋ agus, mar ġeall ar.
Ċlis tusa : ṫeip tusa, do ṫeipis-se.
Atá uainn : atá ag teastáil uainn.
Bagair sé : he threatened.
Rinne sé malairt aigne : rinne sé malruid aigne, he changed his mind.
Naċ raiḃ uaṫa : naċ raiḃ ag teastáil uaṫa.
Goirm sgoile: glaoḋaċ coitċionnta puibliḋe.
D'imṫiġ leis : d'imṫiġ sé.
go dtug sé an t-anam leis : go dtáinig sé as beó.
D'ár gcionn : d'á ċionn, 'na ḋiaiḋ.
A ḟaoil : a rinne iarraċt ar.
go mbaḋ é : gur ḃ'é.
Clann Doṁnaill : ba ḋíoḃ-san an Inġean Duḃ, máṫair Aoḋa Ruaiḋ Uí Ḋoṁnaill.
Na nOileán : Oirear Gaeḋeal ⁊ na hoileáin i n-aice leis, ar an taoḃ ṫiar d'Albain.
Níor ḃaineadar cos as riṫ : níor sguireadar aċt ag riṫ.
Ag cur isteaċ ar : ag cur troda ar.
Ag Seaġán : ċun Ṡeaġáin, go dtí S.
Ṫáinig siad as : ḃrisiġ siad, ṫáinig briseaċ orṫa.
Bí niṁ curṫa ar an ḃfíon, the wine was poisoned.
Fear Monaċ, Fermanagh.
Stuaim ċinn, ingenuity.
A bí uaiḋ : ag teastáil uaiḋ, ar easbaiḋ air.
Déanfaiḋe : ḋéanfaiḋe.
Ċoinneóċas, ċongḃóċas.
Doire : Doire Ċuilm Ċille.
Ag teiċeaḋ : ag riṫ, ag éalóḋ, ag éaluġaḋ.
Na Conallaiġ : fuair Clann Doṁnaill an t-ainm sin ó Ċonall, an mac a b'óige bí ag Niall Naoiġiallaċ. Is uaiḋ a fuair an tír, freisin, an t-ainm Tír Ċonaill.
Le aimsir a ċur orṫa : ċun iad a ġlacaḋ ag obair ar páiḋe.
Ar aimsir ċuige : ag obair dó ar páiḋe.

## XXIII.—Aoḋ Ruaḋ Ó Doṁnaill.—I.

Nádúir: gean, grád nádúrṫa.
Targaireaċt: prophecy.
Beóraċ: *gen.* of beóir, beer.
Spiadóirí: spídeoirí, spies.
Calaḋ: cuan.
Triaṫ: tiġearna, ceannṗoirt, a chieftain.
Smior: an méiṫ bog atá istiġ sa gcnáiṁ.
Órdóg: an ṁéar ṁór, ladar, a thumb.
Curaċ: a canoe.
Compánaċ: companion.
Sgáṫṁaireaċt: faitċeas, eagla, timidity.
Goirm: onóir.

Nuair a ḃí Aoḋ Ruaḋ 'na ḃuaċaill beag cuireaḋ ar oileaṁaint é go Clann tSuiḃne Ḟánaid, ar ḃruaċ Loċa Súiliġ. Ba gnás i nÉirinn é clann a ċur go dtí n-a ngaolta 'na n-óige le n-a dtógḃáil, nó go mbeidís mór. Ḃíoḋ nádúir ag an gclainn arís go deó leis na daoiniḃ a ṫóg iad. Ḃí Aoḋ ar oileaṁaint freisin ag na Caṫánaiġiḃ ⁊ ag Clainn Doṁnaill i dTír Ċonaill, aċt is ag Muinntir Ṡuiḃne ḃí sé i n-aois a ċúig ḃliaḋna déag.

Ḃí sé sa targaireaċt: nuair a ṫiocfaḋ dá Aoḋ i ndiaiḋ a ċéile mar ḟlaṫaiḃ i dTír Ċonaill, go ndíbreóċaḋ an dara Aoḋ gaċ uile Ġall as an tír. Ċualaiḋ na Gaill an sgéal soin ⁊ duḃairt siad leo féin naċ leigfidís do'n dara Aoḋ a ḃeiṫ 'na ḟlaiṫ i dTír Ċonaill. Seo é an ḃeart a rinneadar leis an dara Aoḋ a ċur ó ḃeiṫ 'na ḟlaiṫ:—

Ġléas siad long, fá Ḟéil Míċil, sa mbliaḋain 1587, i mBaile Áṫa Cliaṫ; ċuireadar lastas fíona ⁊ beóraċ sa luing le díol, má ḃ'ḟíor dóiḃ féin. Cnoċ

siad suas na seolta ⁊ níor leigeadar fúta nó go dtángadar isteaċ go Loċ Súiliġ ar an taoḃ ó ṫuaiḋ de Ṫír Ċonaill. Ċuadar i dtír annsin ⁊ ḃíodar ag díol an ḟíona ⁊ ag cuartuġaḋ sgéala cá raiḃ Aoḋ Ruaḋ—mar is eisean a ḃí uaṫa ⁊ ba cuma leo céard a ḋéanfaḋ an t-ól. Ḃí Aoḋ sa gceanntar soin go díreaċ, ⁊ nuair a ċualaiḋ sé an long óil a ḃeiṫ sa' gcuan, ṫarraing sé uirṫi. Nuair a ċuala na spiadóirí gur b'é ḃí ann ċuadar ar ais ċun an tsoiṫiġ leis an nuaiḋeaċt a ḃí aca. Sin é an uair a ċuir caiptín na luinge sgéala amaċ naċ raiḃ níos mó fíona aige le díol, aċt go raiḃ beagán aige a riarfaḋ foireann na luinge, ⁊ má ḃí daoine uaisle ar biṫ ann naċ ḃfuair aon deoċ fós, go dtiuḃraḋ sé riar ⁊ freastal dóiḃ, ar a ċuid féin, aċt a ṫeaċt ar bórd le n'ḟaġáil.

Ċuaiḋ Doṁnall Mac Suiḃne, Aoḋ Ruaḋ, ⁊ uaisle eile ar bord ar an gcuireaḋ soin, ⁊ cuireaḋ fáilte rompa. Ṫug an caiptín síos iad fá ḃord ⁊ ṫug sé ól a ndóṫain dóiḃ. Ḃíodar ag déanaṁ go subaċ ar feaḋ tamaill, ⁊ nuair a fuair an ḟoireann an deis orṫa, ġoideadar na hairm uaṫa, ḋúnadar na doirse ⁊ ċuir glais orra; ṫarraing siad an t-ancaire ⁊ ṡeóladar leo amaċ an cuan. Riṫ na daoine go dtí an ḟairrge, nuair ċonnaic siad an long ag seolaḋ amaċ, ⁊ ḃéic siad ⁊ ḃagair siad ar luċt na luinge Aoḋ Ruaḋ a ċur i dtír; aċt ba gearr gur ṫuigeadar gur le Aoḋ Ruaḋ a ġoid a ṫáinig an long isteaċ i gcalaḋ.

Ṫugaḋ Aoḋ go Ḃaile Áṫa Cliaṫ ⁊ cuireaḋ isteaċ i bpríosún é ⁊ faire géar air. Ḃí sé trí bliaḋna aca ann, ⁊ an gárda taoḃ istiġ de'n ġeata ċoṁ maiṫ le taoḃ amuiġ ḋe. Ní raiḃ lá ná oiḋċe de'n am soin naċ raiḃ a ḟuaṫ ⁊ a ġráin ar an muinntir a ġoid ó n-a ḋúṫaiġ féin é ag fás ⁊ ag méadugaḋ.

Fuair sé deis ar éalóġaḋ fa ḋeireaḋ. Fuair sé féin ⁊ beirt nó ṫriúr eile greim ar ṫéid, aon tráṫnóna aṁáin ⁊, ċoṁ luaṫ ⁊ fuair siad an deis, leigeadar iad féin amaċ ar an téid ṫar ḃallaiḃ an ċaisleáin. Riṫeadar síos ó ḋeas ⁊ ṫug siad na cnuic ḋóiḃ féin. Ṡroiċeadar Sliaḃ Ruaḋ an oiḋċe sin. Tá an Sliaḃ Ruaḋ tuairim le sé ṁíle siar ndeas ó ċaṫair Áṫa Cliaṫ. Ċuadar isteaċ i gcoill le n-a sgíṫ a leigean, aċt ḃí Aoḋ corṫa. Ḃí na bróga ḃí air briste stróicṫe, de ḃarr siuḃal na hoiḋċe, ⁊ ḃí a ċosa gearrṫa ag na deilgniḃ ⁊ ag na driseaċaiḃ ḃí ar an mbealaċ. Ṡuiḋeadar tamall fada sa gcoill aċt, fá ḋeireaḋ, duḃairt Aoḋ Ruaḋ naċ raiḃ ann dul níos fuide leo, ⁊ go mb'ḟearr ḋóiḃ imṫeaċt ḋá ḟoirearḃaiḋ. Ġlacadar a ċoṁairle ⁊ d'ḟágadar beannaċt go brónaċ aige ⁊ d'imṫiġeadar.

Ċuir sé sgéala ċun Féiḋlim Uí Ṫuaṫail, triaṫ an ċeanntair sin, go raiḃ sé i gcruaḋ-ċás ⁊ gur ṫeastuiġ congnaṁ uaiḋ. Ġeall Féiḋlim cabair ḋó, aċt ċuala a ġaolta na sgéala ⁊ duḃairt siad go gcloisfeaḋ na Gaill gur ċuidiġ sé le Aoḋ Ruaḋ ⁊, dá gcluineaḋ, go mbainfidís sásaṁ ḋe. Ċuir na gaolta fá ndeara ḋó, mar ḃí sé lag-sprioraideaṁail Aoḋ




Aoḋ Ruaḋ ⁊ Art Ó Néill ar an sliaḃ.

a ṫabairt suas ar ais do na Gallaiḃ, ⁊ tugaḋ an buaċaill boċt ar ais arís go Ḃaile Áṫa Cliaṫ.

Ċaiṫ sé bliaḋain eile fá ġlas ⁊ annsin fuair sé faill éaluiġṫe, an dara huair. Ḃí Enrí ⁊ Art Ó Néill —beirt ṁac do Ṡeaġán. mac Ċuinn Ḃacaiġ—sa bpríosún, an t-am céadna.

D'éiriġ leis an triúr éalóġaḋ amaċ as an gcaisleán i dtús na hoiḋċe ⁊ ṫugadar a n-aġaiḋ ó ḋeas. Ṡroiċeadar Sliaḃ Ruaḋ (is dóiġ naċ ndearnaiḋ Aoḋ dearmad ar an áit ó ḃí sé ann an ḃliaḋain roiṁe sin) aċt ní ḋéarnadar aon ṁoill nó go ndeaċadar ċoṁ fada le ceanntar Ḟiaċa ṁic Aoḋa. Ḃí Fiaċa 'n-a ċoṁnuiḋe i nGleann Ṁaoiluġra an uair sin, (gleann a ndeaċaiḋ na Gaill ann go minic ag cur isteaċ ar Ḟiaċa, aċt má ċuaiḋ, ní i gcoṁnuiḋe a ṫángadar slán as). Nuair a ċualaiḋ Fiaċa Aoḋ a ḃeiṫ i gcruaḋ-ċás ċuir sé teaċtairí amaċ ar a lorg. Ṫáinig na teaċtairí ar an triúr ⁊ iad leaṫ-ċaillte leis an ḃfuaċt. Níor ḃ'iongnaḋ iad a ḃeiṫ fuar ⁊ iad ag codlaḋ amuiġ fá ṡioc ⁊ fá ṡneaċta agus gan orṫa aċt éadaiġ éadtroma—d'ḟágadar a gcuid fallaingeaċa 'na ndiaiḋ agus iad ag teiċeaḋ ó'n bpríosún. Ċuaiḋ an fuaċt go smior ionnta. Ċuaiḋ sé ċoṁ dian soin orṫa ⁊ gur ċaill Aoḋ Ruaḋ ordóga na gcos 'na ḋiaiḋ sin, agus cailleaḋ Art Ó Néill.

D'ḟan Aoḋ tamall i ḃfoċair Ḟiaċa ⁊ nuair a ḃí biseaċ air d'éaluiġ sé a-ḃaile go Tír Ċonaill. Ċuir Fiaċa congnaṁ leis ḋá ṫionnlacan, mar naċ raiḃ

bóṫar ná casán ná áṫ aḃann gan Gaill a ḃeiṫ ann ag faire, ag féaċaint an ḃfuiġidís aon aṁarc ar Aoḋ. Aċt ḃí fir Ḟiaċa ní b'ionnṁuraiġe arís ná na Gaill ⁊ níor sgaradar le hAoḋ Ruaḋ nó gur ċuireadar slán é ó láṁaiḃ Ġall Áṫa Cliaṫ. Ṫugadar suas do Ṫoirḋealḃaċ Ḃuiḋe Ó hÁgáin é. Ḃa duine de ṁuinntir Aoḋa Uí Néill é Toirḋealḃaċ, fear a raiḃ eolas aige ar ḃealaiġiḃ na nGall. D'imṫiġ Aoḋ ⁊ Toirḋealḃaċ leo i dtuaiḋ, tar éis slán ⁊ beannaċt ḟágḃáil ag muinntir Ḟiaċa, ⁊ nuair a ṡroiċeadar Droiċead Áṫa ċuadar trasna na haḃann i gcuraċ, ⁊ ṫug an báḋóir na capaill treasna ṫríd an mbaile ċuca. Ċuadar ar marcuiġeaċt arís ⁊ níor ṫuirlingeadar go dtángadar go dtí teaċ Gaill. Fear de Ṁuinntir Ṁoḋuir ab' eaḋ é, ⁊ ḃí sé an-ṁór leis an Niallaċ. D'ḟanadar annsin go dtí an oiḋċe ar n-a ḃáireaċ. Ṫugadar bóṫar arís orṫa féin ⁊ níor stadadar nó go dtáinig siad go Tráiġ Ḃaile Ṁic Ḃuain. Ċuaiḋ Aoḋ ⁊ a ċompánaċ tré ḃóṫar mór an ḃaile, gan aon ṁoill a ḋéanaṁ, mar ḃí na Gaill sgaipte ins gaċ uile áit ar ḟúil ⁊ go ḃfeicfidís Aoḋ. Ní ṫiocfaḋ sé an bóṫar mór, dar leo, aċt ċuaiḋ sé an bóṫar mór agus d'imṫiġ sé ṫarsta i ngan-ḟios dóiḃ. Ḃí sé ar ṫalaṁ an Niallaiġ nuair a ċuaiḋ sé ṫar an Tráiġ-ḃaile, agus annsin d'imṫiġ an sgáṫṁaireaċt de. Ṫug sé cuairt ar an Niallaċ ⁊ d'ḟan sé tamall i n-éinḟeaċt leis. Ḃí Aoḋ Mag Uiḋir ar a ḃealaċ ⁊ é ag imṫeaċt a ḃaile ó'n Niallaċ ⁊ ċaiṫ sé tamall eile le Mag Uiḋir. Ḃí an-ġoirm ag an dá ṫriaṫ so fa ċoṁair Aoḋa

⁊ ċuir gaċ aon duine aca gárda leis ḋá ṫioḋlacan nuair a d'imṫiġ sé uaṫa. Ṡroiċ Aoḋ Ruaḋ baile fá ḋeireaḋ. Ní raiḃ sé aċt fiċe bliaḋain d'aois an uair sin.

Ar oileaṁain(t): le hoileaṁaint, le tógáil, le beaṫuġaḋ.

Fá Ḟéil Miċíl: at Michaelmas.

A ḃí uaṫa: a ḃí ag teastáil uaṫa, a ḃíodar a ṫóruiġeaċt.

Céard, cad, caidé, goidé.

Caiptín: captaon.

Ag déanaṁ go subaċ: making merry, enjoying themselves.

Ḃagair siad: rinneadar coṁarṫaí, they made signals.

Ṫug siad na cnuic dóiḃ féin: —— orra féin, they took to the hills.

De ḃarr siuḃal na hoiḋċe: mar ġeall ar a ḃeiṫ ag siuḃal ar feaḋ na hoiḋċe.

Naċ raiḃ ann: naċ raiḃ bríġ ná neart ná láidreaċt ann.

Ḋá ḟoirearḃaiḋ: i n'éaġmuis, gan é.

Ag Féiḋlim: ċun F., ċuig F., go dtí Féiḋlim.

Ċuir siad fá ndeara: ċuir siad d'ḟiaċaiḃ air, ċuir siad ialaċ (iaċal) air.

Ṫugadar a n-aġaiḋ ó ḋeas: they turned southwards.

Gleann Ṁaoilugra: gleann atá sa taoḃ ṫeas de Ċo. Ċille Mantain, Glenmalure.

Agus iad ag teiċeaḋ: nuair a ḃíodar ag éalóḋ.

I ḃfoċair: i n-éinḟeaċt le.

Ḋá ṫionnlacan: ḋá ṫioḋlacaḋ, ḋá ṫioḋlacan.

Féaċaint: ṫéint, ṫéince, trying.

Ní b'ionnṁusaiġe arís: ní ba glice, still more cunning.

Ṫuirlingeadar, d'ísliġeadar d'á gcapallaiḃ.

Ab' eaḋ é: a ḃí ann.

An-ṁór: go han-ċáirdeaṁail, very friendly.

Ṫugadar bóṫar orṫa féin: ṫosuiġeadar ag taisdeal.

Tráiġ Ḃaile Ṁic Buain: Sráid-ḃaile Ḋúin Dealgan, idir Dún Dealgan ⁊ an ṁuir.

Bóṫar mór: the main-road, the high-road.

Sgaipṫe: sgaipiġṫe, sgapṫa.

## XXIV.—Eoġan Ruaḋ Ó Néill.

[Ar "An Síogaiḋe Rómánaċ."]

Ag so an uair do ġluais an tréan-ḟear
Ar an Spáinn faoi lán-éarmaḋ,
Eoġan ruaḋ-ġeal na sluaġ mbaoġlaċ,
Laoċ na gcreaċ, mac Airt éaċtaiġ.

Mac mic oirḋeirc Ċormaic Néillṁair,
Láṁ ġairge nár sáruiġeaḋ i n-aon-ġoil.
Bíoḋ ar m'ḟallaing gur dearḃ an sgéal so,
'S iomḋa guais ina ḃfuair a ḟéaċain.

Ón lá ba heól dó 'ṡrón do ṡéideaḋ
Nó gur ċríoċnuiġ Críost a ṫéarma,
Cuirim fiaḋnaise ar Ḋia naċ bréag so
Is ar an Spáinn atá ag géar-ġol.

Is ar an ḃFrainc ba fann ag dréim leis
'S ar Ṫír fó Ṫuinn tá tinn in' éagmais
'S ar Ċlannaiḃ Míleaḋ i ríoġaċt Éireann.
Leaṫ a ġníoṁa a ríoṁ ní ḟéadaim.

Do ċúig Ulaḋ ṫug furtaċt ar éigean,
Ċuir sé Gaill de ḋruim a gcéille,
Ċuir Lasliar ag teiċeaḋ go héasga,
Ċuir ar a ċosaiḃ Montgomerí géiṁleaċ.

Ċuir meaṫtaċt ar Albanaiġ méaḃlaċ'
Is ċuir sé a ndaoine ṫrí n-a ċéile,
Do ḃris sé brúġ an Ṁúraiġ ḃréagaiġ,
Baile Áṫa Cliaṫ d'iaḋaḋ an tréan-ḟear.

Leis do sgiúrsaḋ an ċúige ċéadna
Is an Ṁiḋe ṁealltaċ Ġallda Ġaeḋealaċ,
I bPort Leastair ṫreasgair sé céadta,
Ḃain sé sodar as Biorra 's as Aonaċ.

Ṫug Portláirge a' láiṁ go léir leis,
Is Dún Conáin na gcanál taosgaċ,
Fian-Loċ Garman na n-arm ḃfaoḃraċ,
Ros ṁic Ṫriúin is dún Ḃinn' Éadair.

De Ċill Ċoinniġ ḃain urraim ar éigean,
Ċois na Sionna ba neartṁar a ġéaga,
Ċois Aḃann Móire is Feóire i n-éinḟeaċt,
Ċois na Siúire a ṫriúr ba saoṫraċ.

Ċois na Bearḃa ag marḃaḋ méirdriġ
'S ó siúd síos arís go hÉirne,
Do rinne sé áṫas i ráṫ Ṁéiḋḃe,
Ó Ḃaile Áṫa Luain do fuair géilleaḋ.

Ó siúd siar go hiaċtar Ḃéarra,
Do ḃris an balla ag Baile Ṡéamuis,
Ċuir sé Sligeaċ ar crit le féaċain,
Leis do ceanglaḋ an Ġaillim le ċéile

Dar Mac Duaċ ba suairc an sgéal sin,
Ar gaċ cuan de ċuantaiḃ Éireann,
'Gá ráḋ, 'gá luaḋ, 'gá ṫuar, 'gá léaġaḋ,
Gur cuireaḋ suas ar uaċtar an Ḃéarla,
Eoġan Ruaḋ ar ġuailliḃ Gaeḋeala.

[Tá "An Síogaiḋe Roṁanaċ" i gcló san "Irish Minstrelsy" ag Séamus Ó hArgadáin, Imleaḃar a dó, leaṫ. 306.]

Lán-éarmaḋ : lán-arṁṫa ; arṁṫa go hiomlán. Agus
Lán-earma : i gcos i n-áirde, galloping.
Ruaḋ-ġeal : fionn-ruaḋ, light, sandy colour.
Baoġlaċ : conntaḃairteaċ : dangerous.
Creaċ : maoin, beiṫiḋiġ nó talaṁ a milleaḋ, nó a baineaḋ amaċ le láiṁ láidir.
Éaċtaiġ : na mór-ġníoṁ.
Oirḋearc : fó réim, fó ċlú, distinguished.
Cormac : sean-aṫair Eoġain.
Néillṁar : mar ṁuinntir Néill i dtréiṫiḃ.
Goil : gairge ; gníoṁ ; valour.
Bíoḋ ar m'ḟallaing : dar bríġ m'ḟallainge.
Dearḃ : cinnte.
Guais : conntaḃairt, danger.
Fuair a ḟéaċain : féaċaḋ é ; he was tried, tested.
Ag dréim leis : ina ṫuilleamaiḋe, dependent on him.
Tír fó Ṫuinn : tír atá ó ṫuaiḋ de'n Ḟrainc, the Low Countries, the Netherlands.
In' éagmais : dá ḟoireasḃa : gan é.
A ríoṁ : áireaṁ : a luaḋ, a ċur síos : to enumerate.
Furtaċt : caḃair : congnaṁ.
De ḋruim a gcéille : as a gcéill, mad.
Lasliar : Leslie ; generál Gallda, ó Albain, a ḃí ag cuidiuġaḋ le Gallaiḃ i gcúige Ulaḋ. Nuair a ṫáinig Eoġan Ruaḋ Ó Néill go hÉirinn d'imṫiġ Lasliar ar ais go hAlbain.
Montgomerí : gaḃaḋ é i gcaṫ na Binne Buirbe. Ṫroid sé arís trí bliaḋna 'na ḋiaiḋ sin i n-aġaiḋ Eoġain Ruaiḋ.
Géiṁleaċ : duine gaḃṫa ⁊ ceangailte : príosúnaċ.
Meaṫtaċt : donaċt : ag imṫeaċt as : deterioration.

méaḃlaċ' (meaḃlaċ') : feallṫaċ : treacherous.
Brug: áitreaḃ, residence.
D'iaḋaḋ : do ḋúnaḋ.
Sgiúrsaḋ : buaileaḋ le sgiúrsaiḃ, was scourged.
An ċúige ċéadna : cúige Laiġean.
Meallṫaċ : cam : mí-ḋíreaċ : deceptive.
Port Leastair : baile a ḃí i gcúige na Miḋe ; Portlester.
Ṫreasgair : ṁill : ċuir fá ċois.
Biorra : Birr. Aonaċ : Nenagh.
Spréiḋ : rinne sé mion-ċuideanna ḋe.
Dún Conáin : baile i gCo. Loċ Garman.
Na gcanál taosgaċ : of the full canals.
Loċ Garman : Wexford.
Ros ṁic Ṫriúin : baile i gCo. Loċ Garman : New Ross.
Binn Éadair : i gCo. Áṫa Cliaṫ : Howth.
Cill Ċoinniġ : an baile mór, Kilkenny.
Urraim : ómós : respect.
Ċois na Sionna : le hais na Sionainne : by the Shannon.
Aḃann móire : an aḃa atá ag dul isteaċ go Loċ nÉaċaċ, idir Árd Ṁaċa ⁊ Tír Eoġain : the Ulster Blackwater.
Ráṫ Ṁéiḋḃe : an áit a raiḃ a háras ag Méiḋḃ, bainríoġan Ċonnaċt : Rath Crochan.
Baile Áṫa Luain : baile ar an tSionainn i gcúige na Miḋe : Athlone.
Béarra : dúṫaiġ sa taoḃ ṫiar ndeas de ċonndae Ċorcaiġe.
Leis do ceanglaḋ : do ċeangail sé.
'gá ṫuar : 'ġá innsint roiṁ ré : foretelling.

## XXV.—SEAN-ĊAINT.

### AN FIAL.

Do-ġníṫear an-ḟial de'n ḟial,
Mar naċ dtig leis cáċ uile 'ċom-riar;
Ní hé an fial is an-ḟial ann
Aċt riar na n-an-riar naċ ḃféadann.

An-ḟial : gan a ḃeiṫ flaiṫeaṁail : doiċeallaċ.
Ċom-riar : a ċom-riar, to serve equally.
Is an-ḟial ann : atá an-ḟial.
Riar na n-an-riar : ag freastal ar an té naċ mbéiḋ sásta le freastal : ag riar an té naċ ḃfuil toilteanaċ ar a ḃeiṫ sásta le freastal.

---

### CIALL ROIṀ AOIS.

Ná meastar mé ar m'óige
Is go mealltar fear féasóige.
Croiḋe gan ḃaois im' ċuim,
Is sine ná m'aois m'ḟoġluim.

baois : díṫ céille, folly.
Cuim : *dat.* of com ; cliaḃraċ, cliaḃ, breast.

---

### AN PÍOBAIRE.

Mo ċreaċ-sa féin na méir do ḋul faoi ḟód
Do ṡeinneaḋ gaċ séis gan ḃréig gan ġiorra gan ġleo,
'S do ċuirfeaḋ 'na ḋéiḋ gan ġléas, ar ar ḃinne liom ceól,
Oradram Ó Dré, Glé, agus Gliogram Ó Gleó.

## SEAN-RÁIḊTE NA SEAN.

Níl cleiṫ ar an olc aċt gan a ḋéanaṁ.

Is minic a ṫáinig coṁairle ġlic ó ḃéal amadáin.

Mar a ċaiṫear duine a ḃeaṫa, ḃeir a ḃreiṫ ar a coṁursain.

Cleiṫ : dídean : leiġeas.
Ḃeir a ḃreiṫ : tugann sé a ḃreiṫeaṁnas.

---

## IS TREISE DÚṪĊAS NÁ OILEAṀAINT.

Síoda, ór ⁊ airgead, ceól ⁊ Laidean na tíre,
Ṫaḃairt do ċoileán ċuaine ní ḋéanfaḋ sé uasal a
ċoiḋċe é.

Laidean : Laidin.
Coileán ċuaine : madra, madaḋ de'n treiḃ nó de'n ál.

---

## BARR MAIṪEASA.

Is gilide claiḋeaṁ cailc,
Is miride cruaiḋ faḃairt,
Urraim is tú i n-airc
Ní truimide tú do ṫaḃairt.

Is gilide (gile-de) claiḋeaṁ cailc : déantar claiḋeaṁ níos gile ná mar ḃí sé má curtar cailc air.
Miride : mire-de : níos mire mar ġeall air.
Cruaiḋ : "cruaċ," sa gcanṁaint : steel.
Faḃairt : the temper of a steel instrument.
Urraim : ómós : respect.
I n-airc : i gcall, i ngáḃaḋ, i gcruaḋ-ċás. Truimide : níos truime mar ġeall air.

## XXVI.—Aoḋ Ruaḋ Ó Doṁnaill.—II.

niṁe : venomous, poisonous.
lasaḋ : beoḋas ⁊ deirge sa gceann-aġaiḋ, the blush of animation.
Ceannaġaiḋ : éadan.
Míċéadfaḋ, tarcuisne, táir, droċ-ṁeas.
Ceannsaċt : séiṁe, gentleness.
Lúbaċ : cromṫa, bent.
easċáirdeas : fuaṫ, náṁadas, is ionann "eas-" agus "contrárḋa"; cuir i gcás "easonóir" .i. tarcuisne; "easaontas" .i. mioscais, aċrann.
Díoġḃáil : doċar, injury.
Árd-ḟlaiṫeas : chieftainship.
Foġail, doċar, díoġḃáil do ċur nó do ṫoraiḋ, trespass.
Ruaṫar : incursion.
Sgoṫ : bláṫ, a flower.
Cipe : foireann beag.
Aicíd : tinneas, galar, galra, garla.
Díocas : díogras, ardour.
Tús : precedence.

B'éigin d'Aoḋ a ḋul ar a leabaiḋ nuair a ṫáinig sé a-ḃaile. An fuaċt niṁe a ċuaiḋ tríd, nuair a ḃí sé imeasg na gcnoc, fá ṡneaċta agus fá ṡioc, níor ḟág sé a ċnáṁa nó go raiḃ sé i ḃfad sa mbaile. Ḃí órdóga na gcos ó ṁaiṫ aige ⁊ ġearr na doċtúirí ḋe iad.

B'áluinn an fear é. Ḃí gruaig ḟionn-ruaḋ air, ḃí maise ⁊ gile ⁊ lasaḋ ina ċeann-aġaiḋ ⁊ géar-ġrinneas in' ḟéaċaint. Ḃí a ḋóṫain áirde ann ⁊ gan é ro-árd; ḃí sé ċoṁ láidir le capall, agus ḃí boige ⁊ binneas i nglór a ḃéil. Ba ceann coṁairle ⁊ céille ar Ġaeḋealaiḃ é, le n-a linn: fear nár ġlac maslaḋ ná míċéadfaḋ, éagcóir ná easonóir ó éinneaċ ariaṁ, agus fear a ḃí ciúin ceannsa le gaċ aon duine nár ċuir isteaċ air.

An ḟad ⁊ ḃí sé i ngéiḃeann, i gcaisleán Áṫa Cliaṫ,

ḃí Gaill ⁊ Gaeḋil ag cur isteaċ ar ḋúṫaiġ a aṫar. Ḃí an aois ar an aṫair ⁊ é lag lúbaċ, agus ní raiḃ sé i n-an', aċt go fíor-ḋona, seasaṁ ar son a ṡeilḃe. Seo iad na daoine ḃí ag cur as dó: ḃí na Gaill ag fíor-ġoid ⁊ ag fíor-ḟuadaċ uaiḋ; d'éiriġ cuid d'á ġaol-taiḃ féin amaċ in' aġaiḋ. Ḃí Aoḋ mac Aoḋa Ḋuiḃ Uí Ḋoṁnaill, agus ċeap sé gur aige féin baḋ ċeart do ṡeilḃ a ḃeiṫ ar an árd-ḟlaiṫeas. Ba duine géar aibiḋ é an tAoḋ so, ⁊ ḃí eascáirdeas idir é agus aṫair Aoḋa Ruaiḋ. Fear eile naċ ngéillfeaḋ do'n trean-ḟlaiṫ .i. Seaġán Óg, mac Ṡeaġáin Uí Ḋoċartaiġ i nInis Eoġain, agus fear eile .i. Niall Garḃ mac Ċuinn. B'inġean do'n árd-ḟlaiṫ a ḃí pósta ag Niall Garḃ. Aċt ní ḋeaċa aon duine ċoṁ dian ar ṡean-Aoḋ le Toirḋealḃaċ Luineaċ Ó Néill. Ḃíoḋ seisean ag creaċaḋ na tíre, agus ṫugaḋ sé fasgaḋ ⁊ dídean do'n té ṫeiċfeaḋ ó Aoḋ Ó Doṁnaill, tar éis díoġḃáil a ḋéanaṁ dó.

An ċéad ṁaiṫ a rinne Aoḋ Ruaḋ, nuair a ḃí bíseaċ ar a ċosaiḃ: ċuir sé teaċtairí amaċ go dtí na taoisiġ a ṡeas dílis d'á aṫair, ag iarraiḋ orṫa a ṫeaċt i gceann a ċéile, nó go socruiġdís cé an rud do b'ḟearr a ḋéanaṁ ar son a gcríċe. Ḃí an tionól aca i gCill Ṁic nÉanáin. 'Sí an ċoṁairle a ġlacadar an árd-ḟlaiṫeas a ṫabairt d'Aoḋ Ruaḋ, ⁊ an dúṫaiġ a ċur fá n-a stiúraḋ. Rinneaḋ árd-ḟlaiṫ ḋe annsin, agus tugaḋ an teideal "Ó Doṁnaill" dó. Ḃí sean-Aoḋ lán-ṡásta leis sin, mar ḃí an aois agus an laige ag dul dó féin.

Níor leig Aoḋ Ruaḋ an sluaġ fear a ṫáinig ċuige go Cill Ṁic nÉanáin uaiḋ nó gur ionnsuiġ sé Toir-ḋealḃaċ Luineaċ Ó Néill. Ċuir sé smaċt ar an Niallaċ gan mórán moille. Ba geárr 'na ḋiaiḋ sin go ndeárnaiḋ Aoḋ Ó Néill réiḋteaċ idir Aoḋ Ruaḋ ⁊ Fear Ionaid an Ríoġ. Ċuir sin faitċeas ar ġaol-taiḃ Aoḋa, agus ṫángadar ċuige ⁊ rinneadar síoṫċáin leis.

Ní túisge ḃí an tsíoṫċáin déanta aige le Gaeḋeal-aiḃ ná ċuiṁniġ sé ar an olc ⁊ ar an éagcóir a rinne na Gaill air féin. Ṫosuiġ sé ag gríosuġaḋ na nGaeḋeal. Ṁeaḃruiġ sé ḋóiḃ gaċ a ndearnaḋ d'ḟoġail orṫa, de ġráḋ a gcur i n-aġaiḋ a ċéile; d'innis sé ḋóiḃ gur ċuir sé féin fios ar ċongnaṁ, agus go raiḃ súil aige go gairid le congnaṁ ó Albain ⁊ ó Ríġ na Spáinne. Ba geárr go raiḃ na Gaeḋil ḃrostuiġṫe aige, agus go raiḃ fonn orṫa fá ṫroid ar son a dtíre i n-aġaiḋ na nGall.

Níor ḃain Aoḋ Ruaḋ riaṁ le aon Ġaeḋeal naċ ndeaċaiḋ i n-aġaiḋ na nÉireannaċ; aċt aon Ġaeḋeal a ċuaiḋ i n-agaiḋ a ṁuinntire féin ní raiḃ aon truaiġ aige ḋó. Ḃí cuid ṁór de ċúige Ṁeiḋḃe .i. do ċúige Ċonnaċt, fá smaċt na nGall nuair a ṫáinig Aoḋ a-ḃaile ó ṗríosún. An céad ruaṫar a ṫug sé fá Ċonnaċtaiḃ, ċreaċ sé dúṫaiġ Uí Ċonċuḃair Ruaiḋ, i Ros Comáin, agus ṫiomáin a ċuid fear ba, caoiriġ ⁊ capaill a-ḃaile rómpa. Duḃairt sé leis na Gaeḋealaiḃ faire a ḋéanaṁ ar na Gallaiḃ agus gan leigean dóiḃ aon doċar a ḋéanaṁ. Ċuaiḋ sé go

Longport Uí Ḟearġail, ar a ḃealaċ a-ḃaile ḋó, ⁊, mar ḃí an tír sin fá smaċt Gall, loisg sé ⁊ ċreaċ sé í. Rinne sé an rud céadna le Caḃán ⁊ ṫug sé fear clúḋamail a-ḃaile leis mar ṗríosúnaċ as Caḃán. B'éigin do'n ḟear soin sé sgóir punta íoc le Aoḋ sul má leigeaḋ amaċ saor é. Ní raiḃ bliaḋain 'na ḋiaiḋ sin nó gur ċuir an caḃlaċ Spáinneaċ fúṫa i gcuan Ċinn tSáile naċ dtug Aoḋ Ruaḋ turas go Connaċtaiḃ, ag iarraiḋ na Gaill a ḋíbirt as an tír. Agus ní i gConnaċtaiḃ aṁáin a ṫroid sé iad, ḃí sé insa gcaṫ ag Béal an Áṫa Buiḋe, ⁊ ba ṁór an ċreid-eaṁaint a fuair sé ó Aoḋ Ó Néill, mar ġeall ar a ḟaoṫar ann.

An congnaṁ a ḃí uaiḋ le fada, ó Ríġ na Spáinne, ṫáinig sé ċuige fá Ṡaṁain sa mbliaḋain 1601. Ḃí trí ṁíle go leiṫ fear ann ⁊ gléas cogaiḋ aca. Ṫángadar i dtír i gCinn tSáile ⁊ ċuireadar sgéala go dtí Aoḋ Ruaḋ. Ḃí Aoḋ, an uair sin, ag cur smaċt ar Niall Garḃ, aċt ní túisge fuair sé na sgéala ná ḃailiġ sé leis a ċuid fear, ċuir sé sgéala go dtí an Niallaċ, d'ḟág sé Niall Garḃ annsin ⁊ d'imṫiġ leis ó ḋeas. Nuair a ṡroiċ sé féin ⁊ a ċuid fear Sliaḃ Blaḋma ċuireadar fúṫa annsin ar Ḋruim Saileaċ nó go dtigeaḋ an Niallaċ ċuca. Ḃíodar mí ag feiṫeaṁ leis agus níor ṫáinig sé. Níor ḃ'furusta an tír a ṡiuḃal an uair sin ⁊ lár an ġeiṁriḋ ann.

Nuair a ċualaiḋ na Sasanaiġ go raiḃ Aoḋ Ruaḋ ag déanaṁ orṫa, ṫáinig faitċeas a n-anma orṫa go sáinneóċaḋ sé iad. Ṫug President na Muṁan

ċeiṫre ṁíle fear leis, de sgoṫ an airm, agus ṫáinig sé ċoṁ fada le Caiseal—b'áil leis a ḃeiṫ roiṁ Aoḋ. Do hinnseaḋ d'Aoḋ go raiḃ an t-arm Gallda i gCaiseal. Ar an mball agus a ḃfuair sé sgéala d'órduiġ sé d'á ċipe ḃeag fear gluaiseaċt. D'imṫiġeadar siar agus ḃíodar ag feiṫeaṁ ó ḋeas nó gur ḃaineadar an tSionainn amaċ. Ċuadar síos le bruaċ na haḃann, siar ndeas ṫar ċaṫair Luimniġ agus siar go Ciarraiġe. Ċaiṫeadar tamall i gCiarraiġe agus annsin d'imṫiġeadar soir ndeas nó gur ṡroiċeadar Ḃanndain. D'ḟanadar annsin leis an Niallaċ.

Ḃí an t-arm Gallda deasuiġṫe suas le baile Ċinn tSáile, agus, nuair a ṫáinig Aoḋ Ó Néill, ḋeasuiġ an t-arm Gaeḋealaċ suas leis an arm Gallda. Ḃí na Gaill i dteannta; ḃí arm a naṁad ṫart timċeall orṫa, ḃí aicíd ⁊ gorta ⁊ fuaċt ag cur ar dóiḃ, ⁊ dá nglacfaḋ na Gaeḋil ⁊ na Spáinniġ an ḟoiġid ⁊ cead a ṫaḃairt do'n ġorta agus do'n aicíd 'oiḃriuġaḋ, ní ḟeicfidís Lá Ḟéil Ḃriġde nó go mbeaḋ na Gaill buailte. Ṫuig an Niallaċ sin fréisin, aċt níor ṫuig na Spáinniġ é agus nuair a d'iarradar ar na Gaeḋealaiḃ an caṫ a tosuġaḋ baḋ náireaċ le Aoḋ Ruaḋ fanaċt ní b'ḟuide, gan cabruġaḋ leo. Ġéill an Niallaċ ḋó, nuair a ċonnaic sé an fonn ⁊ an díocas mór a ḃí air.

Ní ṫiuḃarfaḋ ceaċtar de'n dá árd-ḟlaiṫ, annsin, tús do'n ḟear eile, ag ionnsuiḋe na nGall, mar ḃíodar araon coṁ-uasal. Ċuir an t-éad agus an t-easaontas soin an-droċ-ṁisneaċ ⁊ an-ṁí-ḋúṫraċt

ar a gcuid fear. D'imṫiġ an dá ċipe fá ḋeireaḋ cois ar ċois, agus ḃí rún aca na Gaill 'ionnsuiḋe de ṡiubal oiḋċe. Aċt ní haṁlaiḋ a ṫárla. Ċuadar amuġa sa dorċadas, agus ar maidin, le héirġe gréine, ṫángadar go hobann go dtí an áit a raiḃ an t-arm Gallda. Ḃí an t-arm soin réiḋ feistiġṫe fá n-a gcoṁair, mar fuaradar sgéala an lá roiṁe sin ó



Ċuadar amuġa sa dorċadas.

spiadóir a ḃí imeasg na nGaeḋeal. Ṡéid na Gaill ceaṫa piléar isteaċ ar an arm Gaeḋealaċ ar an toirt, agus annsin riṫeadar isteaċ ina measg ⁊ ḃí an dá ḟoirinn ag gearraḋ agus ag marḃuġaḋ a ċéile. Aċt ḃí na Gaeḋil trom tuirseaċ tar éis na hoiḋċe agus ba gearr go raiḃ an ruaig ag na Gallaiḃ orṫa.

Ċuaiḋ Aoḋ Ruaḋ anonn go dtí Ríġ na Spáinne ag iarraiḋ tuilleaḋ congánta. Duine dár ḃ'ainm Séamus a Bláca, ċuaiḋ sé go dtí Sir Seorsa Cairiú .i. Presi-dent na Muṁan, ⁊ duḃairt sé go mairḃeóċaḋ sé Aoḋ Ruaḋ, aċt luaċ saoṫair maiṫ ḟaġáil as 'uċt. Ṫug Cairiú geallaḋ maiṫ ḋó. D'imṫiġ an Blácaċ anonn agus ḃí sé ar siuḃal go deó nó gur ċuir sé niṁ ar ċupán diġe d'Aoḋ Ruaḋ. Ṁarḃ an deoċ soin Aoḋ, an 10° lá de Ṁí Ṁeaḋoin an Ḟoġṁair sa mbliaḋain 1602.

Ó ṁaiṫ : gan aon ṁaiṫ, rendered useless.
Ḟionn-ruaḋ : light red, "sandy."
Áirde : aoirde.
Míċéadfaḋ : míċéat.
I n-an' : n-inniṁ, ábalta.
Ag cur ar ḋó, ag déanaṁ doċair ḋó.
Ag síor-ḟuadaċ : i gcoṁnuiḋe ag fuadaċ .i. ag goid.
Ar son a gcríċe : ar son a ndúiṫċe.
Tionól : cruinniuġaḋ daoine.
Cill Ṁic nÉanáin : áit atá tuairim le 6 míle ó ṫuaiḋ de Leitir Ceanainn, Kilmacrenan.
An coṁairle a ġlacadar ; the advice they decided on.
Ag dul dó féin : air féin.
Ṫosuiġ : ṫosnuiġ, ṫoisiġ.
Ag spíoruġaḋ : ag spíoraḋ, inciting.
Ṁeaḃruiġ sé ḋóiḃ : ċuir sé i gcuiṁne ḋóiḃ, he reminded them.
De ġráḋ : d'ḟonn, le fonn, mar ġeall ar.
Fá Ċonnaċtaiḃ : into Connacht.
Ċreaċ sé : ṁill sé ⁊ sgrios sé, he plundered.
Longṗort Uí Ḟearġail : Longford in O'Farrell's country.
Caḃán : Cavan.
Sé sgóir punta íoc : céad agus fiċe punt do ḋíol.
A ḃí uaiḋ : ag teastáil uaiḋ ; i n-easḃaiḋ, i n-éagmuis air.
Ċinn tSáile : Ceann Sáile, baile sa taoḃ ṫeas de Ċo. Ċorcaiġe, Kinsale.
Ní túisge : ní túsga, ní luaṫa, no sooner.
Ag an Niallaċ : ċun an Niallaiġ, go dtí an Niallaċ.

Ó ḋeas: southward.

Sliaḃ Blaḋma: sliaḃ atá idir Laoiġis ⁊ Uí Ḃfailġe ó ṫuaiḋ de Ṫiobraid Árann, Slieve Bloom.

Druim Saileaċ: cnoc atá cúig míle ó ḋeas de Roscré.

Ag feiṫeaṁ: ag fanṁaint, ag fanaċt.

Go sáinneóċaḋ sé iad: go gcuirfeaḋ sé i gcúinne iad, that he would trap them.

B'áil leis: baḋ ṁian leis, baḋ ṁaiṫ leis.

Ar an mball: ar an toirt, ċoṁ túirse.

Ag feiṫeaṁ ó ḋeas: tending in a southwardly direction.

Ḃaineadar an tSionainn amaċ, ṡroiċeadar an tSionainn.

Banndain, baile tá 5 nó 6 ṁílte siar dtuaiḋ ó Ċinn tSáile i gCo. Ċorcaiġe; Bandon.

Dearuiġṫe: deisiġṫe, arranged.

I dteannta: i sáinn, i gcruaḋ-ċás.

Dá nglacfaḋ siad an ḟoiġid: dá mbeaḋ foiġid aca, dá nglacfaidís an ḟoiġne, dá ndéanfaidís foiġid.

Lá Ḟéil Briġde: an ċéad lá d' Ḟeaḃra.

Baḋ náireaċ le Aoḋ: ċeap Aoḋ go mba náireaċ an rud.

Coṁ-uasal: equally noble.

An-ṁí-ḋúṫraċt, easba dilseaċt; gan a beiṫ dílis; a beiṫ neaṁ-ḟuimeaṁail.

Go hobann: go tobann.

Feisṫiġṫe fá n-a gcoṁair: réiḋ fá n-a gcoṁair, prepared for them

Ceaṫa piléar: showers of shots.

Ar an toirt: ar an mball, at once.

Aċt luaċ saoṫair ḟaġáil: dá bfaġaḋ sé luaċ a ṡaoṫair, provided he were paid.

Ar siuḃal go deó: ag déanaṁ ar aġaiḋ i gcoṁnuiḋe.

## XXVII—Beann Borb.

Portaċ: talaṁ a ḃfuil móin ann, bog-land.

Cnocán: ("crocán," insa gcanaṁaint) cnoc beag.

Daigéid: *pl.* of daigéad, a "lump" (of a stone).

Tuim: tomaċa, *pl.* of tom, fás óg íseal de sgeaċaiḃ nó de ċrannaiḃ, a shrub, a cluster of shrubs.

Ceileaḃar: cantan éan, singing (of birds).

Siosma: glór íseal.

Ioldaṫaċa: daṫanna go leór, many-coloured.

Dearg-ruaig: díbirt iomlán críoċnuiġṫe, utter rout.

Dí-ċeannaḋ: ag baint an ċloiginn de ḋuine.

Brataċa: *pl.* of brat, a flag.

Cábáin: *pl.* of cábán, a tent.

Ḃí Eoġan Ruaḋ O Néill ina ṫaoiseaċ airm ar ṁór-roinn na hEórpa nuair a ċuir Gaeḋil na hÉireann fios air le n-a náiṁde féin a ṫroid i nÉirinn. Ḃí clú ⁊ cáil, meas ⁊ onóir tuillte ⁊ fáiġte aige san Eóraip, ⁊ ṫug sé suas ar fad iad ⁊ ṫáinig sé anall go hÉirinn go dtroidfeaḋ sé ar son tíre a ḋúṫċais.

Sa mbliaḋain 1646 ḃí sé i nÉirinn ⁊ cúig ṁíle go leiṫ fear troda aige. Rinne na Sasanaiġ rún é ḃualaḋ, ⁊ ḃí suas le deiċ míle fear aca, le haġaiḋ na hócáide. Ḃí Riobart Munruaḋ, an generál Gallda, i gCarraig Ḟearġuis agus 6,800 fear faoi; ḃí a ḋearḃráṫair, ceannṗoirt Gallda eile, i gCúil Raiṫin agus 500 fear aige féin; ⁊ Clann na Maor, ḃíodar-san i nDoire Ċoluim Cille agus 2,000 eile fear aca. Ṫáinig na trí ṁeiṫeal so ċun a ċéile, agus ó ṫárla go raḃadar faoi ḋó ċoṁ láidir le arm Eoġain níor ṁoill mór orṫa é ḃualaḋ, dar leó.

Ḃí Eoġan Ruaḋ i mbaile an Ċabáin an tráṫ so ⁊ ṫug sé a ċuid fear síos ó ṫuaiḋ fá ḋéin a naṁad. Ṡroiċ sé an Aḃa Ṁór i gceann tamaill. Atá an Aḃa Ṁór ag riṫ isteaċ go Loċ nEaċaċ, idir ċonndaeṫe Árd Ṁaċa ⁊ Ṫír Eoġain. Ḃí sé ag an mBinn Ḃuirb, leaṫ bealaiġ idir Ṁuineaċán ⁊ an loċ. Ċuala Munruaḋ, ⁊ é ag dul ṫar Árd Ṁaċa, cá raiḃ Eoġan, agus rinne sé air siar, nó gur ṡroiċ sé an aḃainn. Ċuaiḋ sé suas le taoḃ na haiḃne, i n-aġaiḋ an tsroṫa, nó go ḃfaġaḋ sé droiċead a ḃéarfaḋ tarsna é. Fuair sé an droiċead ⁊ ḃí Eoġan Ruaḋ ar an taoḃ ṫall de. Ċuaiḋ na Sasanaiġ anonn ar an droiċead ⁊ d'imṫiġ Eoġan Ruaḋ soir dtuaiḋ uaṫa, i ndiaiḋ a ċúil, le taoḃ na haḃann. Ṁeall sé leis iad nó go raḃadar tuirseaċ, tar éis an tsiuḃail. Nuair a ṡeas sé ḃí a arm féin i n-áit ḋaingean: ḃí an portaċ bog ar ṫaoḃ ḋe ⁊ an aḃa ar an taoḃ eile, i rioċt agus naċ dtiocfaḋ leis na Sasanaċaiḃ dul ṫart timċeall air. Ḃí an áit sin ceapṫa amaċ aige roiṁ ré, le haġaiḋ an ċaṫa ⁊ nuair a ṡroiċ sé é d'ḟan sé ann.

An cnocán a ḃí annsin, an áit ar ṡeas Eoġan Ruaḋ ḃí daigéid móra de ċloċaiḃ ann agus tuim ṫiuġa a ṡáḃáil a ċuid fear. Ṡocruiġ Munruaḋ a ċuid gunnaí mór ar árdán, ar aġaiḋ na nGaeḋeal. Ḃí an áit ro-ċuṁang aige, ⁊ ḃí a ċuid fear ro-ġar d'á ċéile. An lá breaġ áluinn samraiḋ sin ḃí an ġrian ag sgairteaḋ anuas orṫa, binn-ċeileaḃar glóraċ na n-éan ag éirġe go croiḋeaṁail éadtrom ar fud na gcrann agus na mion-sgeaċa, ḃí siorma íseal-ġlóraċ ag an sruṫ uisge

san aḃainn le n-a n-ais, ⁊ an tír, ar feaḋ t'aṁairc, fá n-a brat uaine. Ḃí bláṫa ioldaṫaċa sgaipṫe anonn is anall ar fud an ḟéir, aċt buḋ é áilleaċt an lae ar fad an t-aer bog ciúin úr a ḃí os cionn na talṁan, ag taḃairt follántas sláinte ⁊ úireaċt do'n duine ⁊ do'n toraḋ, do'n ḃláṫ ⁊ do ḋuilleaḃar na gcraoḃ.

Fear de Ṁuinntir Ċaṫáin a ḃí i n-arm Eoġain ⁊ a ḃí 'na ċaiptín ann, riṫ sé annsin go dtí Eoġan ⁊ d'iarr sé air go huaṫḃásaċ na Gaeḋil a leigean amaċ ⁊ naċ ḃfágfaidís fear san arm Gallda gan marḃuġaḋ. Duḃairt Eoġan go ciúin réiḋ leis a ḋul ar ais ⁊ aire ṫaḃairt dá ġnóṫaiḃ. Ċuaiḋ an Caṫánaċ ar ais.

Ṗléasg gunnaí móra Ṁunruaiḋ amaċ agus ḃí an ciúineas imṫiġṫe. Ḃí arm Eoġain ar sgáṫ na gcloċ ⁊ na dtom, ⁊ níor ṫeangṁuiġ aon ṗiléar leó. Ṗléasg na gunnaí amaċ arís ⁊ arís eile, go fraoċṁar feargaċ. Ḃí faitċeas ar na Gallaiḃ i dtosaċ naċ seasfaḋ Eoġan talaṁ ḋóiḃ, ⁊ ḃí an-ampla orṫa ag caiṫeaṁ leis. Aċt ġlac Eoġan staidéar, mar ḃí an sean-ċleaċtaḋ aige ar an gcineál soin oibre. Rinne na Gaill iarraċt ar arm Eoġain a ḋíbirt de'n ċnoc, aċt buaileaḋ siar iad, ⁊ measgaḋ ṫré n-a ċéile iad. Rinne na Gaill iarraċt eile ⁊ cuireaḋ i ndiaiḋ a gcúil arís iad. Ṫug siad faoi arís, aċt ċinn sé orṫa. Ṡaoileadar a ḋul ṫar an aḃainn ⁊ na Gaeḋil ionnsuiḋe ar a gcúl, aċt buaileaḋ ar ais iad, agus loiteaḋ a lán díoḃ an turas so. Nuair a ḃíodar ag druidim ar ais i ndiaiḋ a gcúil, an iarraiḋ



Arm Eoġain.

seo, ḃíodar tuirseaċ corṫa ṫar éis an lae, mar ḃí sé 'na ṫráṫnóna an tráṫ so ⁊ ḃíodar ró-ḃrúiġte isteaċ i mullaċ a ċéile. Gaċ uile ċor dá raiḃ arm Eoġain á ḃaint as na Gallaiḃ ḃí na Gaill ag dul i n-aiṁréiḋ ina ċéile, ⁊ ḃíodar fáinniġṫe istiġ, fá ḋeireaḋ, i n-áit ċuṁang ⁊ a gcúl le aḃainn aca. Ní raiḃ leaṫ a ndóṫain áċair aca ⁊ ḃí an ġrian ina súiliḃ. Sin é an rud a ḃí Eoġan Ruaḋ ag iarraiḋ a ḋéanaṁ leó ó ṁaidin. Mar sin féin ḃí na Gaill ar tob buille eile a ṫaḃairt fá arm Eoġain nuair a laḃair Eoġan le n-a ċuid oifigeaċ. Ní mórán dá ċuid fear a ḃí marḃ ná loitṫe ⁊ ní raḃadar leaṫ ċoṁ tuirseaċ leis an arm Gallda.

"Anois," adeir sé leó, ⁊ iad ag breaṫnuġaḋ ar arm na Sasanaċ, "anois," ar seisean, "fá ċeann dó nó trí noiméadaí béimíd annsúd," ag síneaḋ a ṁéire san áit a raiḃ an t-arm Gallda, "cuirigiḋ ṫaraiḃ an focal, i n-ainm an Aṫar ⁊ an Ṁic ⁊ an Spioraid Naoiṁ, buailigiḋ buille ar son ár dtíre."

Leis sin leigeadar gáir ċaṫa arta i n-árd a gcinn is a ngoṫa—gáir a ċrait na spéarṫa. Riṫeadar ar aġaiḋ ag leagan ⁊ ag marḃuġaḋ na nGall rompa. Ḃí coisiḋṫe ⁊ marcaiġ na nGall measgṫa ṫrí n-a ċéile, aċt ní ḋeaċaiḋ coisiḋe ná marcaċ ó na Gaeḋealaiḃ gan marḃuġaḋ. Riṫ fir Eoġain suas an cnoc go dtí na gunnaí móra; riṫ luċt na ngunnaí móra uaṫa, ċoṁ maiṫ ⁊ ḃí sé 'na gcosaiḃ. Ċonnaic an t-arm Gallda go raiḃ an dearg-ruaig orṫa ⁊ ṫeiċeadar. Lean an t-arm Gaeḋealaċ dóiḃ ⁊ ḃíodar agá marḃuġaḋ ⁊ agá

nDíċeannaḋ, ⁊ níor sguireadar nó gur ḟágaiḃ siad trí ṁíle, dá ċéad, oċt ḃfeara agus dá ḟiċead díoḃ marḃ ar an mbán.

Ní raiḃ marḃ d'arm Eoġain aċt deiċ ḃfeara ⁊ trí fiċid de ḃarr an lae, ⁊ d'ḟágaiḃ na Gaill gunnaí móra ⁊ gunnaí beaga 'na ndiaiḋ, brataċa, cábáin, capaill agus príosúnaiġ. Fríṫ beirt de ċaiptíníḃ na Sasanaċ marḃ imeasg an tsluaiġ saiġdiúirí, agus d'órduiġ Eoġan Ruaḋ a gcur go fiúntaċ, mar is gnáṫaċ saiġdiúirí a ċur.

Ní raiḃ aon ḟear ar ṁór-roinn na hEorpa le n-a linn ab' ḟearr a raiḃ ceann air ag stiúraḋ luċt troda ná ḃí ar Eoġan Ruaḋ Ó Néill, ⁊ dá maireaḋ sé fiċe bliaḋain eile is fíor go mbeaḋ malairt sgéil le n-aiṫris againne i nÉirinn indiu.

Mór-roinn na hEorpa: tír na hEorpa, the continent of Europe. Do réir an oidis béil, do rinne na sean-Ġaeḋil ceiṫre ranna de'n doṁan. Deiridís: "níl a ḟios agam faoi ċeiṫre rannaiḃ an doṁain cá ndeaċaiḋ sé."

A náiṁde: náiṁde Eoġain; náiṁde na nGaeḋeal.

Tuillte ⁊ fáiġte: deserved and obtained.

Ċúig: cúig.

Rinneadar rún: they resolved.

Carraig Ḟearġuis: baile i gCo. Aontruim, Carrickfergus.

Cúil Raiṫin: baile mór i gCo. Ḋoire, Coleraine.

Níor ṁoill orṫa: ba gearr orṫa, ní ḃeaḋ moill orṫa.

Fá ḋéin: fá ḋéint, to meet.

Muineaċán: Monaghan.

Rinne sé air: ċuaiḋ sé go dtí an áit a raiḃ sé (.i. an duine eile).

I ndiaiḋ a ċúil: backwards, *lit.* after his poll.

Ṁeall sé: he coaxed.

I rioċt: i gcruṫ, in such a way.

Ag sgairteaḋ : ag soillsiuġaḋ, ag lonnraḋ.
Níor ṫeangṁuiġ leó : did not touch them.
Go fraoċṁar : go garḃ, go fiaḋáin.
An-ampla : an-ampall, great greed.
Ġlac E. staidéar : E. took things coolly.
Sean-ċleaċtaḋ : sean-taiṫiġe.
Soin oibre : oibre sin.
Ṫug siad faoi : rinneadar iarraċt a ḋéanaṁ.
Ċinn sé orṫa : ċuaiḋ sé ḋíoḃ, they did not succeed.
An iarraiḋ seo : an turas so, this time.
Ḃí sé 'na ṫráṫnóna : ḃí an tráṫnóna ann.
Ro-ḃrúiġte : too crushed, over-crowded.
I n-aiṁréiḋ : measgṫa tré n-a ċéile.
Ar ṫob : ar tí, on the point of.
I n-árd a gcinn : ċoṁ hárd ⁊ ḃí 'na nglór.
Ċoṁ maiṫ ⁊ ḃí sé 'na gcosaiḃ : as fast as they could.
D'ḟágaiḃ : d'ḟág, d'ḟáguiġ.
Go fiúntaċ : go dóiġeaṁail, honourably.

---

## XXVIII.—Ceird na hOlna.

Mearḃall : confusion.
Fíor-uisge : uisge a ḃrúċtar aníos as an talaṁ, spring water.
Faice : tada, aon taisḃe.
Neaṁ-urċóideaċ : simpliḋe, gan aon doċar, gan aon anaċain.
Fead ġlaice : lúb beag a ḋéanaṁ le méir nó le ḋá ṁéir ⁊ an lúb a ċur in do ḃéal ⁊ fead a ḃaint aisti.
An cladaċ : the strand, shore.
Tóċar : droiċidín beag os cionn sruṫáin.
Splannc : a live coal.

Tá sé ag tarraing ar ḋá ċéad bliaḋain ó ḃí Taḋg Ó Ṡíṫiġ 'na ċóṁnuiḋe ar an Rinn i gconndae Ṗortláirge. Ba ḃuaċaill óg simpliḋe é Taḋg, ⁊ buaċaill cóir cneasta. Ḃí asal ⁊ carr aige ⁊ ġníoḋ sé obair ṁór ag tabairt olna ċun na mbáḋ. Tugtaoi an olann go dtí an Ḟrainc ⁊ díoltaoi annsin í, ar

ṫrí nó ceaṫair de sgilleaċaiḃ an punt. Ní ḃíoḋ i nÉirinn uirṫi aċt ó ḃonn is leiṫ-ṗinginn go dtí sé pingine an punt. Ní raiḃ aon ċead an olann a ḋíol sa ḃFrainc, ná i n-aon áit aċt i Sasana.

Ḃí Taḋg ar an mbóṫar, lá, ag dul a-ḃaile ⁊ carr



raiṫniġe ar an asal aige. Ní raiḃ sé i ḃfad ó n-a ḃaile, ⁊ súil d'á dtug sé 'na ḋiaiḋ, ċonnaic sé fear ar ċapall ag déanaṁ air. Ḃreaṫnuiġ sé go géar ar a ċúl agus laḃair sé leis féin:—

“Má tá mé beó,” adeir sé, “sin é an t-oifigeaċ, agus ġeoḃaiḋ sé í; tá mé gaḃṫa; ní ḃfuiġfiḋ,” adeir sé, ag breaṫnuġaḋ ar an ualaċ raiṫniġe, “go gcuiriḋ Dia mearḃall air; ní aiṫneóċaiḋ sé go ḃfuil sí ann.”

Leis féin a ḃí sé ag caint. Ualaċ olna ḃí ar an gcarr aige ⁊ ċlúduiġ sé taoḃ amuiġ í le raiṫniġ ⁊

ḟocruiġ sé an raiṫneaċ timċeall na holna ⁊ os a cionn, i rioċt ⁊ naċ ḃfeicfiḋe an olann. Níor ḟéaċ sé mórán 'na ḋiaiḋ ar ḟaitċeas go mbeaḋ fear an ċapaill ag faire air, ⁊ níor leig sé air féin gur airiġ sé ag teaċt é. Ḃí an carr i gceart-lár an ḃóṫair aige nuair d'ḟuagair an fear eile air leaṫ an ḃóṫair a ṫaḃairt dó.

“Cá ḃfuiġinn deoċ, a ḃuaċaill, an ḃfuiġfeá a innsint dam?” ars an fear.

“Tá tobar breaġ fíor-uisge ag bun na haille úd ṫoir, a ḋuine uasail,” adeir Taḋg.

“Ṫáinig pian in mo ġoile timċeall le uair a ċluig ó ṡoin, an ḃfeadaraís cá ḃfuiġinn braoinín beag fíona; is dóiġ liom go ndéanfaḋ sé maiṫ ḋam.” Ní raiḃ pian i n-aon ċor ina ġoile; ní raiḃ sé aċt ag leigean air, ṫéint a ḃfuiġeaḋ sé fios ó Ṫaḋg go raiḃ fíon Spáinneaċ insa dúṫaiġ.

“Ní ḟeadair mé, muise, a ḋuine uasail; níl aon ḟíon sa dúṫaiġ seo, mo ṫuairim-se ḋe, pé ar doṁan é,” adeir Taḋg.

“'Seaḋ, níl leiġeas againn air, is dóċa, aċt a ḟulaing,” ars' an fear.

“An iomḋa caora sa dúṫaiġ seo anois? Is breaġ an talaṁ caoraċ é seo, naċ eaḋ?” arsa fear an ċapaill. Ḃí an fear ag siuḃal an ċapaill, cos ar ċois le Taḋg.

“Is maiṫ an talaṁ caoraċ é, aċt níl aon ṁaiṫ caoiriġ do ċur air ⁊ gan faire a ḃeiṫ ḋ'á mbarr ag duine,” arsa Taḋg.

"'Dé'n ċúis," adeir an fear, "naċ bfuil an olann trí is dá ṫuistiún ṫall sa bFrainc?"

"'Dé 'n ṁaiṫ sin d'ḟear na gcaoraċ?" adeir Taḋg. "Naċ gcuirfear isteaċ é sa bpríosún má ṫugann sé punt olna anonn le díol?" ar seisean.

"'Seaḋ, is dóċa an ceart a ḃeiṫ agat," ars' an fear, ag féaċaint ar Ṫaḋg. Ċeap sé go raiḃ Taḋg ċoṁ simpliḋe, ċoṁ neaṁ-urċóideaċ le páisde, ⁊ duḃairt sé leis: "Agus má ḟeiceann tú éinne ag cur olna amaċ i mbád ná agá cruinniuġaḋ ag an gcalaḋ, innis ḋaṁ-sa é, ⁊ is maiṫ é do luaċ saoṫair."

"Déanfad, a ḋuine uasail, gan aṁras; go n-éiriġe do ḃóṫar leat," adeir Taḋg, nuair a ṫug an fear na sála do'n ċapall ⁊ d'imṫiġ leis ina ṡodar.

Nuair a ḃí an fear imṫiġṫe as aṁarc Ṫaiḋg, léim Taḋg an claiḋe isteaċ, riṫ sé suas an cnoc ⁊ leig fead ġlaice. Ba gearr go bfaca sé duine ar aill taoḃ amuiġ dá ṫiġ. Rinné sé coṁarṫa do'n duine a ṫeaċt fá ḋéin an arail ⁊ riṫ sé féin trasna na tíre. Ní raiḃ idir é agus an ḟairrge ó ḋeas aċt leiṫ-ṁíle nó mar sin, ⁊ níor ḃain sé cos as riṫ, ⁊ é ag imṫeaċt mar an ngaoṫ Ṁárta nó gur ṡroiċ sé an cladaċ.

Ḃí cúigear fear annsin ⁊ iad ag cur olna isteaċ i mbád. Ní mórán de'n olainn a ḃí gan luċtáil, nuair a d'ḟuagair Taḋg orṫa go huaṫḃásaċ.

"An t-oifigeaċ! an t-oifigeaċ! a ḃuaċaillí! tá sé ag teaċt anoir ag an tóċar faoi seo, ⁊ béiḋ sé oraiḃ gan ṁoill, tá capall maiṫ faoi."

Ní túisge a ċualadar na sgéala soin ná ċaiṫeadar

an ċuid eile de'n olainn isteaċ sa mbád go deifireaċ, d'árduiġ siad na seólta ⁊ leagadar amaċ a mbád ċun na fairrge. Riṫ Taḋg ar ais ⁊ luiġ sé ar a ḃéal faoi, ar ḃarr cnocáin ag breaṫnuġaḋ orṫa ⁊ ag fanṁaint leis an oifigeaċ. Ba gearr go dtáinig an t-oifigeaċ ⁊ nuair a ṡroiċ sé an áit ar imṫiġ an bád amaċ as, ṫuirling sé d'á ċapall ⁊ ṫosuiġ sé ag dearcaḋ ar an talaṁ ar gaċ aon taoḃ ḋe, ⁊ ag féaċaint amaċ i ndiaiḋ an ḃáid. I gceann tamaill, ċuaiḋ sé ar a ċapall arís ⁊ ṫiomáin sé leis ar ais.

Ċonnaic Taḋg é ⁊ d'éiriġ sé féin ⁊ riṫ sé a-ḃaile. Ḃain sé an t-asal ó 'n gcarr ⁊ d'ḟág sé an t-ualaċ ⁊ an carr ar leaṫtaoḃ an ḃóṫair ag a ṫiġ féin. D'ḟan sé ag obair i n-aice an tiġe nó gur ḟill an t-oifigeaċ. Ḃeannuiġ Taḋg ḋó.

“Cé leis an bád a ċuaiḋ amaċ annsúd ṫall tamall beag ó ṡoin?” adeir an n-oifigeaċ.

“'Dé'n áit? a ḋuine uasail,” arsa Taḋg.

“Ṫall an taoḃ ṫiar de'n ċnoc úd ṫíos, tuairim le cúpla míle as so, timċeall an ḃóṫair,” ars' an t-oifigeaċ.

“Ní feadair mé,” adeir Taḋg. “B'ḟéidir gur bád aniar ó Eoċaill í. Is minic a ṫagann siad i dtír annsúd ag iarraiḋ splannc teineaḋ nó braon uisge. 'Raḃadar i dtír ann?”

“Ní móide go raiḃ, ṁuise,” adeir sé; “ní ḃfuiġfeása iad d'ḟeiscint, pé ar doṁan é, aċt mar sin féin, tá caṫuġaḋ 'na ḋiaiḋ agam naċ ḃfacas i dtír iad, má ḃíodar i dtír ann.”

Ṫiomáin sé leis ⁊ nuair a ċuaiḋ Taḋg isteaċ d'fiafruiġeadar ḋe istiġ cé ḃí ann. D'innis sé ḋóiḃ mar do ṫáinig an fear suas leis ar an mbóṫar ⁊ an ċaint a ḃí eatorṫa.

"Nuair a d'imṫiġ sé uaim," adeir Taḋg, "leig mé an ḟead ġlaice ⁊ ċuaiḋ mé tarsna na ngarrḋanta go dtugainn an focal ḋóiḃ ar an gcladaċ. Ḃíodar glan amaċ uaiḋ nuair a ḟroiċ sé an ċéiḃ. Ní ḋearna mé féin aċt riṫ ar ais ⁊ ḃí mé annso roiṁe."

"Naċ maiṫ a ċuaiḋ tú as, nár ḃraiṫ sé an t-ualaċ ort?" arsa duine aca.

"Nar ḃraiṫ sé é!" adeir Taḋg, "tá an duine boċt ċoṁ dall ⁊ naċ léar ḋó cat ṫar ċóirte. Níor ḟéaċ sé an dara huair ar an ualaċ. D'iarr sé orm sgéala ṫaḃairt dó, dá ḃfeicinn éinne ag cur olna amaċ ar muir, ⁊ duḃairt mé go dtaḃarfainn. Ċuiṁniġ mé ar m'ualaċ ⁊ ní ḋeaċa sé ċoṁ cruaiḋ ariaṁ orm gan an eagla a leigean orm féin. Aċt dá mbeaḋ a ḟios aige an t-airdeal a ḃí tugṫa agam ar ḃfilleaḋ ḋó, cad a ḋéarfaḋ sé? Aċt go n-éiriġiḋ a ḃóṫar leis, caiṫfead-sa an olann so a ṫaḃairt ċun na céiḃe anoċt ⁊ is eagal liom ná beiḋ an oiḋċe go ró-ġeal."

Ṫug sé an olann ċun na céiḃe an oiḋċe sin, ⁊ nuair a ṫáinig long na tráċtála ó'n ḃFrainc ḃí fiċe tonna olna aici le taḃairt ar ais léi.

Rinn: Tá an Rinn ar an taoḃ ṫeas de ċuan Ḋúngarḃáin.

ar ṫrí nó ceaṫair de sgilleaċaiḃ; ar 3 nó 4 do sgillinge an punt.

Bonn is leiṫ-ṗinginn: tuistiún is ½ ṗinginn.

Carr raiṫniġe : ualaċ cartaċ nó trucaile de raiṫniġ.

Raiṫneaċ : ferns.

Súil ḋá dtug sé 'na ḋiaiḋ : ar ḟéaċaint 'na ḋiaiḋ ḋó : *lit.*, an eye of which he gave behind him.

Má tá mé beó : má's beó mé ; ċoṁ cinnte ⁊ táim beó.

Ag faire : ag fairiuġaḋ, ag aṁarc.

An bfuiġfeá : an bféadfá, an dtig leat, an féidir leat.

An bfeadarais : an bfuil fios agat.

Mo ṫuairim-se ḋe : do réir mo ṫuairim-se.

Pé ar doṁan é : ar nós ar biṫ.

An iomḋa : an bfuil morán.

'Dé'n ċúis : goidé an fáṫ, cad 'na ṫaoḃ, cad ċuige, caidé'n t-aḋḃar.

Luċtáil : luċtuġaḋ, loading.

Faoi seo : anois, by this time.

Leagadar amaċ ; they steered directly out.

Ṫuirling sé : ṫáinig sé anuas d'á ċapall : he dismounted.

Ag dearcaḋ : ag infiúċaḋ, ag féaċaint.

An taoḃ ṫeas : an taoḃ ó ḋeas, a ndeas.

Eoċaill ; baile tá sa gceann ṫoir-ndeas de ċonndae Ċorcaiġe.

Ṫagann : ṫigeann, ṫigeas.

Caṫuġaḋ 'na ḋiaiḋ agam ; tá aiṫméala orm, I am sorry for it.

Na garrḋanta : *pl.* of an garrḋa, the garden.

Naċ maiṫ a ċuaiḋ tú as, you came out of the danger well, did you not?

Nár ḃraiṫ sé : that he did not suspect.

